Leis an uġdar ċéadna.

AN ENGLISH POET'S NATURE LORE 1s. 6d.

Pádraig Mac Piarais, Sgéaluiḋe 2s.

An Cloċar ... ... ... ... 1s.

Óir-ċiste Filíoċta ... ... 3s. 6p.

Aoḋagán Ó Raṫaille ... 3s. 6p.

Uaigneas ... ... ... ... 1s.

# An Dara Óir-Ċiste

Séamus Ó hAodha, M.A.
do ṡaoṫruiġ.



Baile Áṫa Cliaṫ:
Cóṁluċt Oideaċais na hÉireann, Teór.
89 Sráid an Tálbóidiġ.

Do ġaċ bailiġṫeoir duan agus
do ġaċ Duanairiḋe dá'r ċuaiḋ
róṁam tairgim an leaḃar so.

Gaḃaim mo ḃuiḋeaċas leis na daoine a ṫug cead dom giotaí do ṫoġaḋ as a leaḃair féin; tá a n-ainmneaċa le faġáil i ndeire an leaḃair seo.

Táim fé ċomaoin ċoṁ maiṫ ag Doṁnall ó Corcora, ag Séamus de Róiste agus ag Roibeárd ó Beagáin a léiġ an láṁ-sgríḃeann agus na froṁaċa dom.

# Clár

# An Dara Óir-Chirte

## Caibideal I.

### "Amharc Éireann."

Gach neach d'á bhfeiceann cruth an éin,
 Amharc Éireann deas is tuaidh,
Bláth na dtulcha ar gach taoibh,—
 Dóibh is aoibhinn beith d'á luadh.

Tá anso seisear Gaedheal a fuair fad ó an t-amharc sin an file ar Éirinn báin. Aon nóimeat amháin na céadta bliadhain ó shoin rug an t-amharc sin greim docht ar a gcroidhe agus luadhadar an t-aoibhneas; agus féach tháinig faid na mbliadhan ar an nóimeat i dtreo go bhfuil ar ár gcumas indiu an áilneacht do chonnaic a súil agus an t-aoibhneas do chorruigh a gcroidhe do mhothú airís 'na n-iomlán. Mar sin é buadh an file, a aigne féin do thabhairt ar iasacht dúinn mar adubhairt Browning agus gluaiseacht aimsire do chur ar neamh-ní.

An chuach "do labhair ar chionn na dtor le gréin" leis an nDall mac Cuarta, tá sí ag labhairt fós linn sa duan do dhein sé uirthi. Agus ní hamháin sain ach, léirigheann sé dúinn míorúilt an Earraigh i nÉirinn. Chímíd teacht an dátha ar fhéar, oscailt na mbláth ar thulach, lonnradh na nua-ghréine ar chrann agus

“gluaiseaċt na ndaoine ċun spóirt is cruinniġṫe” ó's imṫiġṫe atá an droċ-ṡíon. Ṁotuiġeamar uile fiċe uair an draoiḋeaċt so an Earraiġ aċ go dtí gur léiriġ an dall dúinn í—an dall “ná faca ar uaigneas uaisle an duilleaḃar ag fás”—níor corruiġeaḋ an croiḋe ionainn. Sa ċéad duan eile, sé an Saṁraḋ a ḃeiḋ againn agus gaċ éan d'á ḃfuil ann ag taḃairt uaiḋ—aċ éaló le Seán ó Neaċtain ón mbrotall is ón ngréin isteaċ fé'n gcoill gcraoḃaiġ:—

“Ḃiaiḋ deallraḋ na gréine ag sméideaḋ
go driṫleaċ
Orainn ag féaċain tré ġéagaiḃ na coille”;

agus beiḋ il-ċeol na cruinne d'á ṡeinnt dúinn, liúṫ ag an dreolán, orgán ag céirsiġ, píob ag an smólaiġ agus cláirseaċ ag londuḃ. “Oil eoil, a ċaṫaiġ, seo Párrṫas go deiṁneaċ!” Aċ tá Peadar ó Doirnín ag feiṫeaṁ ċun sinn do stiúraḋ as diaṁair na coille agus radarc do leaṫaḋ amaċ róṁainn ó ḃárr an Úr-Ċnuic. “Tá an doṁan 'na ṡuan fé éadaiġe ḃána” aċ anso tá gile ón ngréin ar ċnoc is ar ċuan, tá ceol na n-éan san aer ġlan, uaill na ngaḃar sa ḃfásaċ, éisg ag ruagaḋ a ċéile le meiḋir sa ḃfuar-linn agus spréaċarnaċ solais ar an gcuan i gcéin—radarc leaṫan fairsing fé íoġar na spéire agus gile is glaine na maidne anuas air. A ṁalairt de ḋeallraṁ agus a ṁalairt de ḋaṫ atá ar an nDúṫaiġ is annsa le Brian Merriman. Ċimíd na coillte ag teannaḋ ar a ċéile i gcuim an tsléiḃe agus na beanna ag árdú a gceann i gcéin agus moṫuiġmíd mar a ḃeaḋ ciúineas agus buiḋeaċt

an ḟoġṁair ar talaṁ nuair siuḃlaimíd "le ciuṁais na haḃann" leis an ḃfile smaointeaċ sin. Aċ ní hí an tsoineann a ḃíonn i nÉirinn do ṡíor. Tagann an doineann. Aċ má ḃíonn orainn druidim i leaṫ-taoiḃ uaiṫi fé scáṫ seana-sceiċe, ġeoḃaimíd Rafteri róṁainn ag feiṫeaṁ agus innseoċaiḋ sé sgéal grinn dúinn i dtaoḃ an raċta cráiḃteaċta do ḃuail é uair d'á raiḃ sé féin fé sceiċ i gclagar. Nuair do las an ġrian áṁ agus nuair do fuair sé é féin i dtiġ Ṡeáin na Féile go te teolaiḋe cois teine, féaċ nár imṫiġ an aiṫriġe go hobann de—agus siúd amaċ an seana-ḃeiḋlín agus ḃí spóirt is scléip is diúgaḋ na gcannaí go maidin. Seaḋ aċ ḃí Antoine dall 'na ḋúṫaiġ féin agus a ḟios aige go mbainfeaḋ an ceol, d'á ḋonaċt é, fotain is fáilte amaċ dó ar ball. Aċ naċ duairc dos na daoine atá iḃfad i gcéin; d'á aoiḃne é an raḋarc atá rómpa amaċ, ní ṡásuiġeann an áilneaċt an croiḋe atá cráiḋte. Is mar sin do'n ḃeirt atá ar díbirt ó "Laoi na mbreac." Cé go ḃfeiciḋ:

"An bláṫ ag briseaḋ tré ṁullaċ na gcrann amaċ
Is na corcóga ag sileaḋ le h-iomad de ṡuġa na mbeaċ,"

tá an cráḋ 'na gcroiḋe—"tá mise féin am aonar agus Cormac óg."

Suiḋeaṁ mar sin atá lastiar des na sé duanta so. Ná beireaḋ an léiġteoir leis áṁ gur "Nature Poetry" amaċ is amaċ atá 'na ḃfurṁór mar ní heaḋ: liricí nó dánta gráḋa atá i gcuid acu. Aċ níl ceann acu ná

tugann dúinn an t-aṁarc sin ar áilneaċt dúiṫċe do luaiḋ an file ṫuas. Cuirimís an ċeist orainn féin anois cioca acu is fearr a ċuireann sinn i seilḃ na háilneaċta sin (cé naċ é sin díreaċ an ní do ċuir an file roimis le déanaṁ), nó cioca acu is doiṁne a ṫaisbeánann an buaḋ sin ar ar ṫug Matthew Arnold "the grand interpretative power of poetry."

Ní gáḋ puinn do ráḋ i dtaoḃ "an Sceaċ." Níor ṡaoṫruiġ Rafteri mórán de ḋuaḋ na filíoċta nuair ṫáinig an duan san uaiḋ; níor ċuir sé suim ann aċ mar aḋḃar spóirt agus cúrsaí grinn. Ní raiḃ 'na aigne aige rún na háilneaċta do ḃaint amaċ dúinn aċ amáin suiḋeaṁ oireaṁnaċ nó fráma do ḋéanaṁ d'á sgéal. Ní deirim ná raiḃ ar ċumas Rafteri an ní sin do ḋéanaṁ; tá fó-línte go flúirseaċ 'na ċuid filíoċta do ḃréagnóċaḋ mé dá ndéarfainn. Ná ní deirim ná héiriġeann leis beo-piċtiúir do ċur ós ár gcóir anso. Maidir liom féin ní féidir liom féaċaint ar ṡeana-sceiċ atá scáinte scoiṫte, gan cuiṁneaṁ ar an ḃfile a fuair foṫain fé na leiṫéid lá clagair. Aċ níl sa ġiota so aon líne, aon focal dá ndéarfainn é a ṫéiġeann go bun-préiṁ an sgéil agus a ċuireann an sceaċ nó an dúṫaiġ 'na seasaṁ róṁainn i gcainnt ná dearṁadfar. Mar sin féin sampla inspéise iseaḋ é de'n úsáid a baintear go minic as áilneaċt an doṁain mar fráma do sgéal nó mar ṡuiḋeaṁ d'eaċtra,—an úsáid a ḃaineann Merriman aisti ċoṁ maiṫ aċ amáin gur iarraċt dáiríriḃ atá aige-sean i n-ionad puirt

aeriġ. Cainnt níos fileata, céird níos ealaḋanta, obair níos saoṫruiġṫe—tá san uile 'na ċursíos aige. Aċ féaċ, níl an pictiúir ċoṁ beo leis an gceann eile. Sé do ḋein Merriman ná liosta do ḋéanaṁ de'n áilneaċt do ċonnaic a ṡúil agus cainnt ġreanta do ċur ar an gcursíos aċ níor corruiġeaḋ go mór é agus é ag obair. Fanann sé an iomad taoḃ amuiċ de'n ṗictiúir agus é á ḃreacaḋ síos go cliste; tá corp na háilneaċta ann aċ fanann anál na spride i n-easnaṁ. Aċ caiṫfimíd cuiṁneaṁ air gur réaṁ-ráḋ ar aiste leaṫ-ḟeallsaṁnaċ a ḃí ar siuḃal aige agus níor ġaiḃ sé tréiṫe na liriceaċta leis. Maidir le saoṫar Ṡeáin uí Neaċtain, cé gur aoirde go mór é ná saoṫar Ḃriain i dtréiṫe filíoċta, cé gur fíor-ṡeoda roinnt ṁaiṫ des na híoṁáġṫa a ċeap sé, cé gur ṁoṫuiġ sé go smior a lán de'n áilneaċt a ċonnaic sé, is baoġalaċ gur minic a éiriġmíd tuirseaċ de'n ċursíos. Sé d'imṫiġ air ná gur ṡáruiġ sé an noimeat fileata i dtreo gur ṫréig anál na filíoċta é agus gur ṫosnuiġ sé ansan ar liosta a ḋéanaṁ de'n áilneaċt i nantrát. An loċt sin "an áilneaċt do ċlárú," do loit sé a lán d' iarraċtaí maiṫe. (Féaċ Cill Aodáin ag Rafterí:—an dá ḃéarsa tosaiġ ar ḟeaḃas agus ansan neaṁ-ní.). Aċ airís is airís san aṁrán so ġeiḃmíd línte a ṁeallann sinn le na ḃfeaḃas. Moṫuiġmíd sinn féin "ar aon-tiúin" leis an éanlaiṫ, agus gaḃaimíd páirt le na saoġal fén gcoill. Deinimíd coṁ-ġliondar fíor, cuirim i gcás, leis "an gealḃán san tom ġlas 's a ṫrumpa

'na ċaolġob ag bualaḋ puirt damsa ré annsaċt a ċléiḃ duit."

Sna trí giotaí eile éiriġeann i ḃfad níos fearr leis an ḃfile. Nuair deireann mac Cuarta "labras ar ċionn na dtor le gréin," "aṁarc na gcuaċ ar ḃruaċ na coille go sáṁ," "teaċt an ḟéir," osclann sé, mar d'osclóċaḋ draoi, doras dúinn i saoġal nár ṫuigeamar aċ a leaṫ go dtí so, agus téiġmíd i seilḃ eolais ná raiḃ 'na ċeart ná 'na iomlán ċeana, ar ṁíorúilt an aṫ-ḟáis agus ar lúṫġáir an éin d'á ḃárr. Cruaḋ-ċás an ḟile féin ná fuair buaiḋ ar a aṁarc d'ḟaġáil, cuireann sé le na ċomaċt ċun sinn do ċorruiḋe agus ċun ar súile d'oscailt ar an ndoṁan feasta. Moṫuiġmíd an comaċt draoiḋeaċtaṁail céadna ag Peadar ó Doirnín 'na aṁrán gráḋa san cúigṁaḋ ḃéarsa agus i líne mar "teaċt nua-ċruṫ gréine i mbáraċ"; agus maidir le Cormac Óg, an féidir deismeireaċt níos oireaṁnaiġe d'ḟaġáil i naon litríoċt ar an ní a lorgann Arnold as Filíoċt ar Nádúir ná na línte seo:—

Táid na coluim ag súgraḋ 's an saṁraḋ ag teaċt
'S an bláṫ ag briseaḋ tré ṁullaċ na gcrann amaċ;
Ar tuinn tá an biolar go triopallaċ glúineaċ glas,
'S na corcóga ag sileaḋ le hiomad de ṡuġa na mbeaċ.

Tugaid na línte seo ċun cuiṁniġte dúinn an rud adubairt Cúnó Meyer i dtaoḃ buaḋa

na seana-ḟilíoċta againne "Ní ḃfaiġmíd sna dánta so ar an Nádúir aon ċursíos fada saoṫruiġṫe; aċ 'na ionad san sraiṫ íomáġta agus pictiúirí a ṫugann an file ós ár gcóir mar a ṫabarfaḋ *impressionist* le scuaib éadtrom ealaḋanta. . . An leaṫ-ḟocal iseaḋ is annsa leo." Agus féaċ, ní ċun cursíos a ḋéanaṁ ar an Nádúir féin a spreagaḋ an triúr file seo ċun saoṫair agus b'ḟéidir gur ċóir a ráḋ gurab é sin an ní is cirte a ṡeaċaint, fé mar a ṫuig na Seana-Ġaeḋil,—agus an gnáṫ-Ġaeḋeal ċoṁ maiṫ, mar is fíor-annaṁ a ċeapadar dánta ar an Nádúir féin. Aċ tríd an alltaċt nó tríd an áṫas a ḃí pearsanta dó, d'ḟéaċ súil an file ar an ndoṁan lasmuiċ ḋe agus óna ṗearsantaċt féin ṫáinig dat fé leiṫ ar an ndoṁan a léiriġ fé ḋeallraṁ nua é, dó féin agus dúinne. Fíor-liricí seaḋ iad mar sin agus beirid an buaḋ leo mar cad tá sa liric aċ nóimeat 'na mbeireann sár-ṡuaṫaḋ ċroiḋe greim doċt ar an ḃfile agus 'na ḃfuiġeann sé léargus naċ gnáṫ ar muir is ar tír.

Tabarfar fé ndeara gur minic a ḋein an seisear file so tagairt do'n ní ċéadna 'na n-aṁráin. Má ċuirimíd na ráiḋte i gcomparáid le na céile, ġeoḃaimíd teagasc foġanta ar ċúrsaí litríoċta agus ar ḃuaḋa na nduanta féin. Ní ċuirfead anso aċ cúpla sampla, liosta naċ deacair a ṁéadú.

I. (*a*) Na héisg le meiḋir ag éiriġe i náirde
Péirse im raḋarc go taiḋḃseaċ táirr-
ḃreac.

(*b*) I bfuar-linn tséiṁ tċífir sluaġ-buiḋean éisg.
Ag ruagaḋ a ċéile sa tsnáṁ ann.
(*c*) Tá na héisg ag réabaḋ corraḋ ar an bfeor.

II. (*a*) Beiṫ ag silt meala ós crannaiḃ iḋ béalsa.
(*b*) Na corcóga ag sileaḋ le hiomaḋ de ṡuġa na mbeaċ.

III. (*a*) Cuaċ binn na craoiḃe go silleaċ doḋ' féaċaint
(*b*) Fuaim guṫ béil binn cuaċ is smaolaċ suailceaċ ar ġéaga áltan.
(*c*) Fáilte do'n éan is binne ar ċraoiḃ labras ar ċionn na dtor le gréin.

Má deinimíd stúidéar orṫa so, féaċaint cioca acu is fearr a ḃeireann greim ar an aigne agus cé'n fáṫ—toġaḋ focal, toġaḋ ioṁáġṫa, an gnáṫ-ráḋ do ṡeaċaint—, tiocfaiḋ tuisgint dúinn ar ċéird an sgríobnóra a ḃeiḋ níos cruinne agus níos iomláine ná mar do ṫiocfaiḋ as leabra léirṁeasa ar litríoċt do léiġeaḋ.

## I.: Fáilte do'n éan.

Fáilte do'n éan is binne ar ċraoiḃ
  Labras ar ċionn na dtor le gréin;
Domsa is fada tuirse an tsaoġail
  Naċ bfeiceann í le teaċt an féir.

Cluinim gidh nach bhfeicim a ghné,
  Guth an éin d'árbh ainm cuach;
Amharc uirthi i mbárraibh géag
  Mo thuirse géar, nach mise fuair!

Gach neach d'á bhfeiceann cruth an éin,
  Amharc Éireann deas is tuaidh,
Bláth na dtulcha ar gach taoibh,—
  Dóibh is aoibhinn beith d'á luadh.

Mo thuirse nach bhfuaras buaidh ar m'amharc d'fhagháil
Go bhfeicinn ar uaigneas uaisle an duilleabhar ag fás;
Cuid de mo ghruaim nach ngluaisim chun cruinnighthe le cách
Ar amharc na gcuach ar bhruach na coille go sámh.

Séamus dall mac Cuarta 1647?-1732 do dhein. Méidreacht—Trí ranna agus amhrán.

## 2.: Rachainn fó'n gcoill leat.

An File.
Rachainn fó'n gcoill leat, a mhaighdean na n-ór-folt
'Fhéachain ar éanlaith 's ag éisteacht a gceol-ghob;
Biaidh fidil ag caoinche, biaidh píob ag an smólaigh,
Londubh ag cur dánta le cláirsigh go ceolmhar.

Ḃiaiḋ liúṫ ag an dreolán is orgán ag céirsiġ,
An fuiseog 's an meantán 's a dteampáin go gléasta,
Gealḃán sa tom ġlas 's a ṫrumpa 'na ċaol-ġob
Ag bualaḋ puirt daṁsa ré annsaċt a ċléiḃ duit.

Ḃiaiḋ cuilm agus fearáin ag crónán re ċéile,
An truideog 's an sacán go coṁgaraċ ag léimriġ,
Cuaċ ḃinn na craoiḃe go silleaċ dod' féaċain,
Gearr-ġuirt is traona do ṡíor frat, a ṫéagair.

Ag súgraḋ 's ag gáire biaiḋ láiṁ leat an crotaċ,
Ḃuḋ binn leat an naosca 's í 'maoscail sa tobar,
Drúiċtíní tráġa buḋ báiḋeaċ id foċair,
Spideog ḃeag naoṁṫa ag síor-spíonaḋ do ḃrollaiġ.

An ċorr-iasc 's an laċa d'ár meallaḋ 's d'ár mbréagaḋ,
Ḃiaiḋ an ċorr-ṁóna gaċ ló seal d'ár ḃféaċain,
Ar nós an ġall-trumpa buḋ an punnán léana,
Ḃeiċ ag silt meala as crannaiḃ id ḃéal-sa.

Ḃiaiḋ deallraḋ na gréine ag sméideaḋ go driṫleaċ
Orainn ag féaċain trí ġéagaiḃ na coille,
Driṫlíní ag súgraḋ trí ċuḃar geal an uisge,
Éisc agus doḃráin ag coṁspairn go cliste.

An ċearc ḟraoiġ 's an ṗeasún ar éin-tiúin
'nár dtimċeall,
Snag ag baint smallóg as daróig go cinnte,
Cearc ḋuḃ na coille 's a coileaċ ag rinnce,
Oil eoil !, a ċaṫaiġ, seo Párrṫas go deiṁneaċ !

An Ṁaiġdean :—

Raċaiḋ mé féin leat gan éaraḋ go súgaċ
Ag féaċain is ag éisteaċt na n-éan sin ag
súgraḋ
Céad fearr liomsa é ná féasta na cúirte :—
A áilleáin 's a ṫéagair, so mé leat gan
diúltaḋ.
Séan ó Neaċtain (1670-1730) do ḋein.

Méidreaċt a —— í —— í —— ó —.

## 3: Úr-Ċnoc Ċéin Ṁic Cáinte.

A ċiúin-ḃean tséiṁ na gcuaċann péarlaċ,
Gluais liom féin ar ball beag,
Nuair ḃéas uaisle 's cléir is tuataiġ i néall
Ina suan faoi éadaiġe ḃána;
I n-uaiṁ go mbéinn i ḃfad uaḃṫa araon
Teaċt nua-ċruṫ gréine i mbáraċ,
Gan duas linn féin i n-uaigneas aereaċ
San uaiṁ sin Ċéin ṁic Cáinte.

A rún mo ċléiḃ, naċ mar súd a b'ḟearr ḋuit
Tús do ṡaoġail do ċaiṫeaṁ liom !
'S gan ḃeiṫ i gclúid faoi léan ag búr gan ċéill
I gcionn túrna 's péire cárdaí;
Ġeaḃair ceol na dtéad le lúṫ na méar
Do do ḋúsgaḋ is ḃéarsaí gráḋa,

'S níl dún faoi'n ġréin ċoṁ súgaċ aereaċ
Le h-Úr-Ċnoc Ċéin ṁic Cáinte.

A ṗlúr na maiġdean is úire gné
Fuair cliú le sgéiṁ ó'n Áḋaṁ-ċloinn,
A ċúl na bpéarla, a rún na héigse,
A ḋúblas féile 's fáilte;
A ġnúis mar ġréin le dúsgaḋ an lae
A ṁúċfaḋ léan le gáire,
Sé mo ċuṁa gan mé 's tú, a ṡiúr, linn féin
Sa dún sin Ċéin ṁic Cáinte.

Táim brúiġte i bpéin gan suan gan néall
Do do ċuṁaiḋ-sa, a ġéag is áilne!
'S gur tú mo raoġa i gcúigiḃ Éireann—
A ċúis naċ séanaim a áṫraċ;
Dá siuḃalfá, a réalt gan smúid! liom féin
Ba súgaċ saor ár sláinte,
Ġeaḃṫá plúr is méad is cnuasaċ craoḃ
Sa dún sin Ċéin ṁic Cáinte.

Cluinfir uaill na ngaḋar le luas i ndéiḋ
Ḃriain luaimniġ ḃeárnaiġ i ḃfásaċ,
Fuaim guṫ béil ḃinn cuaċ is smaolaċ
Suailceaċ ar ġéaga áltan;
I ḃfuar-linn tséiṁ, tċifir sluaġ-ḃuiḋean éisg
Ag ruagaḋ a ċéile sa tsnáṁ ann
'S an cuan gur léar duit uait i gcéin
Ó nua-Ċnoc Ċéin ṁic Cáinte.

Peadar Ó Doirnín (1682-1768) do ḋein.
Méidreaċt — ua — é — ua — é —.
ua — é — á —.

## 4: Ba ġnáṫ mé ag siuḃal.

(Réaṁ-ráḋ as Cúirt an Ṁeaḋon-Oiḋċe.)

Ba ġnáṫ mé ag siuḃal le ciuṁais na haḃann
Ar ḃáinseaċ úr 's an ḋrúċt go trom
I n aice na gcoillte i gcuim an tsléiḃe
Gan ṁairg gan ṁoill le soillse an lae.
Do ġealaḋ mo ċroiḋe nuair ċinn loċ Gréine
An talaṁ, an tír is íoġar na spéire;
Ba ṫaitneaṁaċ aoiḃinn suiḋeaṁ na sléiḃte
Ag bagairt a gcinn tar ḋruim a ċéile.
Do ġealfaḋ an croiḋe ḃeaḋ críon le cianta,
Caiṫte gan ḃríġ, nó líonta de pianta
I seiṫleaċ searḃ gan sealḃ gan saiḋḃreas
D'ḟéaċfaḋ tamall tar barra na gcoillte
Ar laċain 'na scuaine ar ċuan gan ċeo,
An eala ar a ḃfuaiḋ 's í ag gluaiseaċt leo,
Na héisg le meiḋir ag éiriġe i náirde,
Péirse im raḋarc go taiḋḃseaċ táirr-ḃreac,
Daṫ an loċa is gorm na dtonn
Ag teaċt go tolgaċ torannaċ trom.
Ḃí éanlaiṫ i gcrainn go meiḋreaċ móḋṁar
Is léimneaċ eilte i gcoillte im ċoṁgar,
Géimneaċ aḋarc is raḋarc ar ṡlóiġte
Tréin-riṫ gaḋar is Reynard rómpa.

Brian Merriman (1750?—1808) do ḋein
Méidreaċt —á — ú — ú — au.

## 5: An Sgeaċ.

(Sliocṫ as Seanċas na Sgeiċe.)

Tráṫ faoi Lúġnas' ba ḋaṁsa ṫárla
Ar ḃórd Áṫ-Ċinn 's é go mór ag báisteaċ;
Ḋruid mé ar leaṫ-taoiḃ agus ní gan áḋḃar
Go ḃfáġainn claiḋe nó tom do ḋéanfaḋ sgáṫ dam.

Ní ḃfuair mé ann, i leaṫ-taoiḃ ḋeárnan
Aċt sean-sgeaċ ċaiṫte ċraiṫte ċráiḋte
Ar ṫaoiḃ an ċlaiḋe, 's a h-aġaiḋ le fánaḋ;
Ḋruid mé fúiṫi 's ba ḟliuċ an áit dam.

Go feargaċ, fraoċṁar, stoirmeaṁail, rágaċ
Mar ḃeaḋ saoġaḋ ar luas nó aġaiḋ ar rása,
Ḃí an casgairt ag teaċt 's na tíorta báiḋte
'S nár mise an díol truaiġe 's mé i gcruas go cráiḋte.

Rinne mé smaointe, ní nár náir ḋam
Nár ḃfada é mo ṡaoġal 's go mba ġearr mo ċáirde
Go dtiocfaḋ an díle is ḃeaḋ daoine báiḋte
'S go mba olc an obair ḃí i ndiaiḋ mo láiṁe:—

Ḃeiṫ ag déanaṁ peacaiḋ ó ḃí mé im ṗáiste,
Ag luaḋ mionna mór 's ag gearraḋ na ngrása;
Dul ċun Aifrinn ní iarrfainn tráċt air,
Ná faoisidín Nodlag d'ḟaġáil nó Cásga.

Na deiċ n-Aiṫne do ḃriseaḋ, ní ġninn cás de,
Faoi ḃris mo ċoṁursan, ar nḋóiġ ġnínn gáire,
Gaċ imirt, gaċ ól, is gaċ aon ṗléaráca,
Dá dtagaḋ treasna orm, ḃíoḋ mo láṁ ann.

Ar aiṫriġe smuaineas mar so go cráiḃteaċ:—
“A Ḋia atá tuas is ġníos na grása,
Ṫug solas ar ġealaiġ is fás ar ḟásaċ
A stiúruiġeas muir ’s ċuir grian i n-áirde,

“Ṫug toraḋ ar ċrainn agus longa ó ḃáḋaḋ,
Ṫug na hIsraelítiġ ó ċosaiḃ a náṁad,
Ṫug Énoc is Élias go gáirdín Ṗárrṫais
’S rinn’ fíon de’n uisge le toil do Ṁáṫar—

“Féaċ anuas ar Oileán Ṗádraig
Mar d’ḟéaċ tú ar an ngaduiḋe ar ċrann na Páise
Rinn’ tú gaċ ní d’á ḃfuil agam ráiḋte—
Tabair mise slán leat agus síol Áḋaiṁ.”

Ḃa ġearr an síon gur lag an ḃáisteaċ,
Grian gur las agus gaot gur árduiġ,
Gur ġluais mé ar siuḃal ’s mé múċta báiḋte,
Gur tarraing mé ar Ṡeán agus ḃí róṁam fáilte.

Níor ḃ’fada go ḃfactas ’mo ṡuiḋe airís mé
Ag cur mire ar ċeol, ar spóirt a’s siamsa,
’S ar nḋóiġ le bróḋ is ceol is aoiḃneas
Do ċaiteamar féin le séan an oiḋċe.

Ar n-iompóḋ ṫart dam, lá ar na ṁárac
Siolla beag uaim le ciuṁas na h-áṫa
Súd mar duḃairt me, ar teaċt i láṫair
Na sgeiċe céadna faoi a raiḃ me báiḋte:—

"A ṡean-sgeaċ ġránna fuagraim gráin ort
Ná raiḃ a-ċoiḋċe snuaḋ ná bláṫ ort!
Faoi ṡúiste Oscair go ḃfáġaiḋ tu cárnaḋ,
Dod' ḃrúġaḋ 's dod' ḃriseaḋ ag ord mór
ceardċan.

"Mar b'olc an áit dam teaċt i ndáil leat
Ná druidim fút ag iarraiḋ sgáiṫ' ort,
Níl braon d'ár ḃuail fé do ċam-stoc ġránna
Nár scaoil tu orm le ciuṁas do ṁása."

Antoine Ó Reaċtabra (1784-1835) do ḋein
Méidreaċt: á — ú — ú — á —

## 6: CORMAC ÓG.

Táid na coluim ag súgraḋ 's an saṁraḋ ag teaċt
'S an bláṫ ag briseaḋ tré ṁullaċ na gcrann amaċ;
Ar tuinn tá an biolar go triopallaċ glúineaċ glas,
'S na corcóga ag sileaḋ le h-iomad de ṡuġa na mbeaċ.

Is iomḋa toraḋ agus meas ar an gcoill seo ṫuas
Is óig-ḃean ċeart ṁaiseaċ an t-seang-ċuirp tsuairc,

Is céad bó ḃainne, capall groiḋe agus uan,
Cois Laoi na mbreac—mo ċreaċ mé ar ḋíbirt
  uait!

Táid na héin ag déanaṁ guṫa agus ceoil,
Táid na laoiġ ag géimneaḋ go tréan ċun
  soċair na mbó,
Táid na héisg ag réabaḋ corraḋ ar an ḃfeór—
Is mise féin im aonar agus Cormac óg!

Ní fios cé ḋein
Méidreaċt neaṁ-ċruinn.

## caibideal II.

### An Ḟairrge.

Coṁrac an duine leis an ḃfairrge, coiṁlint an ḃáid leis an dtréan-ṁuir is aḋḃar dos na seaċt nduanta a leanas anso. Uaireannta fanann an buaḋ ag an nduine agus léiġmíd ansan an ġáir áṫais agus an liú ṁaoiḋte a ċasann sé ar ḃfilleaḋ i dtír dó. Uaireannta eile sé an naṁaid a ḃeireann an buaḋ leis agus fágann san cúis bróin agus tuar na ndeor ag luċt a innste . . . .

Maoiḋeaṁ an ṁairnéalaiġ as tréiṫe a ḃáid seaḋ a ġeiḃimíd i nAṁrán an Ḃádóra. "Tráṫ lasaiḋ an ḟairrge ó ḃonn go bárr, Lán coirn dí ní ġaḃann sí ó stiúir go crann." Seaḋ agus dá ḃfeicfeá i naġaiḋ an lae í "ag éiriġe as gal na maidne" nó ag gearraḋ na dtonn fé na seolta geala, d' aḋṁóċtá nár ḃád go dtí í. Fiú aṁáin Daoileann a réab a ṡáiṫ de ḃádaiḃ breaġṫa, caiṫfiḋ sé a aḋṁáil naċ bréag san. Caiṫréim an ċaptaoin a ṫreaḃ na seaċt ḃfairrgí agus a ṫug a long slán leis ó ḟraoċ na mara agus ó ṫóir luċt *Revenue* atá i "Caiptín ó Máille." Moṫuiġmíd bród an ṁaruiḋe i ngaċ uile líne de. Féaċ ċoṁ gráḋṁar is a luaḋann sé ainm ceolṁar gaċ áite a ḟág an long 'na diaiḋ sa ċúrsa; féaċ ċoṁ sásta is atá sé le na ċróḋaċt féin i naġaiḋ na

contaḃarta cé gur imniḋeaċ "ḋearc an ċriú ar ċlár a éadain ag súil le caḃair d'ḟaġáil"; agus ansan a ṁaoiḋeaṁ gur éaluiġ sé slán ní haṁáin ó'n anaiṫe aċ ó ġreim na noifigeaċ ċoṁ maiṫ—"mar is mise Seoirse ó Máille, fear maiṫ de ḃunaḋ Ġráinne." Ar ball sa tiġ taḃairne árduiġeann sé a ġlór, canann sé a ċaiṫréim agus ólann sé dram. Tá an cúrsa taḃarṫa agus má tá rian na hanaċaine air féin agus ar an luing, cé 'n náire do ċeaċtar acu é. An t-aḋḃar céadna atá i nuiṁir a trí: maidin ḃog áluinn, an tsúail ag éiriġe go hobann, contaḃairt agus anaċain agus saoṫar mór, aċ sa deire áṫas agus molaḋ do Ḋia. Tugtar fé ndeara an ċuma 'na laḃartar ar an mbáḋ sna trí haṁráin seo.—díreaċ mar a ḃeaḋ duine i gceist nó cara fíor-ḋílis. Agus ní hiongna san, mar gaḃann pearsantaċt leis an mbáḋ. Rud neaṁ-beo seaḋ é ar ṡliġe aċ i n-am an ġáḃatair is eol do gaċ maruiḋe gur rud beo é a ġaḃann páirt leis an nduine i sárú na contaḃarta, agus a ḋeineann ċoṁ-ġáirdeaċas leis taréis na hanaiṫe.

A ṁalairt de sgéal atá againn i n-uiṁir a ceaṫair, Anaċ Cuain.

"Má ḟáġaim-se sláinte, is fada ḃéas tráċt ar an méid do báḋaḋ as Anaċ Cuain"

aduḃairt Rafterí sa ḃliain 1828; agus níor ṁaoiḋeaṁ bréige dó é mar céad bliain 'na ḋiaiḋ sin ġeiḃtear a aṁrán beo fós i mbéalaiḃ daoine. Coṁaċt na filíoċta, fíor-ṁoṫúċán, pictiúraċt lom léir iseaḋ a ċoimeád an duan so beo nuair a ċuaiḋ dréaċta níos ealaḋanta i

nDearṁad. "Bailéad" atá ann agus ċun a ċoṁaċt do ṁeas i gceart, caiṫfear an file d'ḟeiscint i lár an tsluaiġ ag aiṫris a ṡaoṫair i measc luċt aiṫeantais na marḃ. Níl aon ṁaoṫ-ḃuige ann mar sin ná paisiún bréagaċ aċ tá gaċ éinne idir file agus daoine ag blaiseaḋ fíor-uaṫḃáis an nóimeat. Agus tá an diriġe cainnte ann agus an tsimplíoċt iomáġa a ḃaineann leis an mbailéad ċoṁ maiṫ. Aċ dá ḋiriġe é, níorḃ é dearṁad an ḟile gan gaċ tréiṫ a ḋein ċoṁ dursain sin ar fad an timpist úd i Loċ Coirrb, d'ḟiġe isteaċ sa duan. "An lá ċoṁ breáġ sin gan gaoṫ ná báisteaċ"—ar ball "an ċreaċ d'á roinn"; buaċaillí breáġta, "tiġeaċt an ḟoġṁair, d'á síneaḋ ar ċróċar" agus gléas a bpósta d'á dtórraṁ. Oċ oċón aċ ba ṁór é an feall.

Sna trí duanta eile atá anso, is luġa é ár gcuiṁneaṁ ar an mbád agus ar an ḃfairrge féin ná ar na fánuiḋṫe a éist go ró-ḟonnṁar le glaoiḋ na mara. Leanaimíd a gcúrsa le caḃair na dtrí nduanta so ó ṫosaċ go críoċ—tosaċ aereaċ meanmnaċ, críoċ léanṁar duḃaċ.

Go moċ maidin ṡaṁraiḋ, ar ngoire don ċuaiċ
Síos le taoḃ coille do ṫugas mo ruaig;
Sé smaoineas, ar seinnm do'n traona is do'n lon
Gur miṫid dom triall tar sáile anonn.

Agus sin é an nóta a ġeiḃmíd tríd síos san aṁrán, imṫeaċt gan maċtnaṁ doiṁin, imṫeaċt an fánaiḋe aeriġ. Fiú aṁáin san

leaṫ-sgéal a ṫugann sé uaiḋ ar ḟáṫ a imṫeaċta, níl aon doiṁneas smaointe ná doiṁneas moṫúċáin. Mar sin féin is deas taiṫneaṁaċ an t-aṁrán é, a ḃeireann greim ort i gan ḟios duit féin. Riṫeann na focail ċoṁ héasga san, gluaiseann na línte ċoṁ réiḋ, fiġtear an ċiall leis an gcainnt ċoṁ saoráideaċ go mealltar sinn le na sáiṁe; agus mar ḃárr ar an gceol tá mar ċurfá an líne deireannaċ "tar sáile anonn." Maidir le h-Eaċtra Ġiolla an Amarráin tá sé ar na duanta is tréiṫeaṁla d'á ḃfuil againn; agus is mór an truaġ naċ minicí a déantar stúdéar air. Sna giotaí a tugtar anso—agus b'ḟiú dá mbeaḋ sliġe dó, an t-iomlán do ṫaḃairt—leanaimíd cúrsa an ġiolla ón lá a ṫriall sé ċoṁ farránta san, ar an bPasáiste go dtí gur ḟill sé airís air go batarálta tréiṫ lag. Níl aon aṁrán eile le cur i gcomparáid leis an gceann so maidir le greann a innste agus le tréiṫreaċt na bpearsan a luaḋtar ann. Fíor-ġreann atá anso, de'n tsaġas céadna a ċonncamar ċeana san Déirc nó i mBean na dTrí mBó, an greann a ċuireann an aigne i nionad an ċuirp ag gáiriḋe mar aduḃairt uġdar Francaċ, an greann atá bunuiġṫe ar an ndaonnaċt agus d'á ṁinicí a léiġmíd é seaḋ is mó ár dtaiṫneaṁ do. Baineann an greann sin leis an ní féin agus leis an gcainnt 'na ḃfiġtear é ċoṁ cliste sin. Cuirim i gcás an "peacaċ" i dtiġ an tsagairt ag éisteaċt go huṁal le coṁairle a leasa aċ súil i náirde aige le rud "foġanta" ar báll, "fairis an sagart tug

teagasc go séiṁ dom is blaise na leanna go fairsing gan éileaṁ," nó pictiúir mo ḋuine atá ċoṁ gléasta faisiúnta 'na ċulaiṫ nua agus é "ar ġearrán le caraere agus ualaċ scadán do'm ṁeaḋċaint ar ṫaoḃ de." Maidir le tréiṫreaċt na bpearsan, féaċ a ċlisteaċt is a tugtar Vignette dúinn ar an gclainn seo Ṁaoġnuis nuair ġoill orṫa "an fairrge ḋoiṁin is raḋarc na spéire," nó Captaon Allin fear meanmnaċ aereaċ agus a ḋailtín do leonaḋ sa ċaṫ "agus níor léan liom. Do ġoid sé mo ċaipín is níor ḋanaíd leis maol mé"; gan tráċt ar lán-ṗictiúir na beirte i dtiġ an lóistín, an óig-ḃean córaċ "ná glacfaḋ falaḋ ná fearg go héag leat faid ḃraiṫfeaḋ sí airgead agat gan traoċaḋ." agus an ṁáṫair ċruaiḋ ná maiṫfeaḋ cáirt ná braon duit. Tá gaċ duine atá luaiḋte aige, 'na ṡeasaṁ os ár gcóir 'na steilli ḃeaṫaiḋ, bíoḋ an cursíos gearr nó fada. Dá mbé Giolla an Amarráin é Donnċaḋ Ruaḋ, ní doċt do luiġ an t-amarrán air,—bá ċúis a ġáire an mí-ḟortúin.

Níl greann ná gáire fairíor i gcroiḋe ná i gcainnt Ċaiptín Ḃruadar agus é 'na luiḋe fé ḃrón i gcuan Santa Criús ag cur a litre aḃaile go Conndae Ṁuiġ Eo. Tá a ċúrsa taḃarṫa aige agus níor éiriġ leis agus d'ḟág san "ag osnuiġil sa ló é agus ag síor-ġol san oiḋċe" agus gan i ndán dó aċ an caraḃat cnáiḃe ar maidin. Tagaid na pictiúirí ós cóir a ṡúl i ndiaiḋ a ċéile—an scoil siamsa i mḃaile Neaṁnaċ, taoḃ áluinn na Ceaṫraṁan Caoile, an seal mór bliaḋanta do ċaiṫ sé go

fial fairsing cóir i ḃfus "fad 's leig mé don ól" aċ cad é is críoċ do'n sgéal aċ

> go dtagaiḋ Cnoc na Cruaiċe ar cuaird go
> hAḃainn Ṁóir,

Ní feicfear mé go dtí sin i gConndae Ṁuiġ Eo. Tá dat an ḃróin agus deallraṁ na lom-ḟírinne ar gaċ líne de'n aṁrán ḃreáġ seo. Ċímíd duine i ndeire a anama ag féaċaint air féin go géar agus ċímíd gur nádúir díreaċ ṁacánta atá ann, nár ṁúin an saoġal mór aon ċiall dó, aċ nár ṁúin sé aon ċlaonaċt aigne dó aċ oiread. Moṫuiġmíd an toċt bróin atá air an bás do ṫeaċt air ċoṁ hobann, bás fé ṫarcuisne ná raiḃ tuillte aige b'ḟéidir, bás a ṡínfiḋ a ċnáṁa fén ḃfód iasaċta. Agus cloisimíd mar a ḃeaḋ caoin-ṗort íseal ag riṫ tríd an mbrón go léir, an "nostalgia" atá air i ndiaiḋ Ċonndae Ṁuiġ Eo. Gaċ nóta d'á ḃríġ sin, gaċ focal dá ndéarfainn é, tá sé fíor ag scéiḋ go tur te as croiḋe mór-ċráiḋte; agus an briseaḋ riṫim agus an mí-ċeangal atá uaireannta idir na smaointe, ní ḋeinid aċ caḃrú le greim an sgéil ċun sinn do ċorruiḋe go smior.

Tá sé le taḃairt fé ndeara i dtaoḃ formóir na nduanta ar a dtugtar "aṁráin na ndaoine," a ġlaine agus a ṫagaid amaċ as corruiḋe an duine, gan "ealaḋa" mar adéarfá, gan cur leis, gan órnáideaċas. Agus baineann san le bun-ṗréiṁ an ní féin. Díreaċ mar a noċtann an ċontaḃairt tréiṫe sa duine nárḃ' eol dó féin ná d'éinne eile iad do ḃeiṫ ann, noċtann sí an ḟilíoċt i gcuid eile i ngan

fios dóiḃ. D'ḟuiliġeadar am an ġáḃatair, corruiġeaḋ go mór iad agus táiniġ fonn orṫa an sgéal d' innsint i ḃfuirm a ḃeaḋ ċoṁ neartṁar leis an sgéal féin—agus féaċ, táiniġ an ḟilíoċt. Aċ i n-aṁráin na ndaoine a táiniġ mar sin, ní ceart ḃeiṫ ag braṫ ar ċearduíoċt foirḃṫe i gcainnt ná i ndeilḃ—tréiṫe do ṁarrfaí ar na filí oifigeaṁla—aċ ar ṗictiúraċt agus ar ṡuaṫaḋ croiḋe, ar lomċoṁaċt na filíoċta. Ní "déantús" atá i gceist i gcás mar seo aċ "bronntanas"; ní "file" atá againn ag dealḃú seóid aċ duine ag laḃairt a smaointe amaċ i n-urlaḃra naċ leis ar fad, fé anáil árd-ṁeanmnan. Ġeoḃfar d'á ḃríġ sin neaṁ-ċoṫromaċt sa stíl, laige uaireannta i lár sár-ḟilíoċta, saiḋḃreas agus daiḋḃreas, cruiṫneaċt agus cáiṫ; aċ ar an dtaoḃ eile ġeoḃfar buaḋa naċ iad, cainnt fíor-ċorruiġṫe, fírinne agus litríoċt lom neartṁar. Agus an áilneaċt cainnte a ṫiocfaiḋ ċoṁ maiṫ, an tseoduíoċt focal, tiocfaiḋ sí go nádúrṫa réiḋ as croiḋe an duine as uċt a ṡuaiṫte ṁóir. Agus maidir leis an gceardaíoċt, má tá béal-oideas litearḋa beo na timċeall agus múnlaí maiṫe filíoċta ar faġáil—agus do ḃí san,—stiúrfaid é ar ṡliġe a leasa; má's aṁrán le canaḋ é i nionad dréaċta le n-aiṫris—agus b'eaḋ leis—múnlóċaiḋ sé a iarraċt ar na deismireaċtaí is fearr, i ḃfios nó i ngan-ḟios; agus tiocfaiḋ feaḃas d'á réir ar a urlaḃra féin. Luaḋaim Caiptín ó Máille agus Caiptín Bruadar mar sár-ḋeismireaċtaí de'n ní seo adeirim.

## 7: Aṁrán an Ḃádóra.

A ḃárc, ḃ'annaṁ ṫú i n-anacair na dtonntraċ n-árd
Cáisc ċaḃarṫaċ, gíḋ barbarḋa trom é an lá;
Tráṫ lasaiḋ an ḟairrge ó ḃonn go bárr,
Lán coirn dí, ní ġabann sí ó stiúir go crann.

Tráṫ ġléasaim-se a h-éadaċ gan fiar gan ċam
De'n ċaol-anairt ġléġil ó na h-Indiaċaiḃ anall,
Caol-ḃárc seang síoganta í 'gar ċuir Dia an greann
'S dá ḃfeicfeá i n-aġaiḋ an lae í, 'sí ag éiriġe as gal.

"A Ḋaoilinn, a ċrón-ċarraig ġarḃ gan sgáṫ,
Ar an nua-ḃárc so fúmsa breaṫnuiġ do ṡáit—
An cuiṁin leat san gcuan so go ḃfaca tú bád
Gan ċontaḃairt tonn-ḃarra ag gearraḋ mar táim?"

"Is cuiṁin liom," aduḃairt Daoileann, "gur carraig mé do ġnáṫ
'S gur ar an gcuan so is buan dom ag aṁarc gaċ lá—
Aċ slinnteog ní ṫaḃarfainn ar a ḃfacas de ḃáid
Seaċ an nua-ḃárc so 's a compláċt ag tarraing sa tsnáṁ!"

Ní fios cé dein

Méidreaċt: (— — a — — a — — au — á) 4.

## 8: Caiptín Ó Máille.

I.

An ċéad lá de'n ṁí is d'Ḟoġṁar, a ċroċamar ár seolta
Ag tarraint ar na cóstaí úd Tóin an Ḃunnáin siar,
Ṫart annseo le Cliarṫa, Acaill ḃeag taoḃ ṫiar de,
Is go hInis Tuirc dá dtriallaḋ, ḃeaḋ aoḋaireaċt orainn ann;
Ṫart le Rinn an Ṁaoile, síos ċun Cruaċ na Caoile
An Cloigeann le na ṫaoḃ sin agus Tráiġ Ḃriġid 'na ḋiaiḋ,
Nó gur ḋoirteamar le ḟánaiḋ, trí ḟairrġiḃ 's í ag cáṫaḋ
Go ndeaċamar do'n Ráiṫċe, mar is ann do ḃí ár dtriall.

II.

'Síneaḋ dúinn le hÁrainn, ṁéaduiġ orainn gála,
Ḃí cúrsaí istiġ ar tráiġ á'inn is níor ṫráṫ ḟailliġe é;
D'árduiġ sé ċun ḟeoċain is as sin ċun gaoiṫí móire
Gur ċroċamar na seolta, is níor ṁór dúinn é i n-am;
An ḟairrge gur ġéim sí is las na tonna tréana,
Ċriotnuiġ na spéarṫa is ṁéaduiġ an ceo;
Is dá mbeaḋ cainnt ag na clárṫaiḃ, d'innseoċaidís sgéal cráiḋte,
A ġoireaċt is ċuaiḋ an bás dúinn is gan eadrainn aċt iad.

## III.

Ḃí criú na luinge ar éan-ċor ag dearcaḋ ar
ċlár m'éadain
Ag súil le caḃair a ḋéanaṁ is gan éan-ṁaiṫ
ḋóiḃ ánn;
Aċt duḃairt mé leoḃṫa ar éan-ċor go
ndéanfainn ḋóiḃ a ḃféadfainn
Ag iomċar a cuid éadaiġ fad is b'ḟéidir
léiṫe snáṁ.
Tá mo láṁa-sa stróicṫe go síorruiḋe ag
tarraint rópaí
Tá an croiceann is an feoil tóigṫe amaċ ón
gcnáiṁ
Aċt má's é an bás a ġeall Mac Dé ḋúinn,
cé'n gar atá ḋá ṡéanaḋ
Aċt a ḋul go Flaiṫis Dé ḋúinn ar éan-stáid
aṁáin.

## IV.

Nár ṁór an clú 's an t-áḋ ḋúinn an bealaċ
úḋaiġ a ṡáruġaḋ,
Is gan ann aċt ár náṁaid róṁainn is 'n-ár
ndiaiḋ;
Aċt is mise Seoirse ó Máille, fear maiṫ de
ḃunaḋ Ġráinne—
Cuireaḋ i dtír mo luċt go sásta is ná raiḃ
maiṫ acu ḋá ċionn.
Mo ṡoiṫeaċ boċt ḃí brúiġte ó earrainne go
glúiniḃ,
A cuid bultaí gur lúb, is cé'n náir ḋí-se é,
Aċt anois ó lag an feoċan is go ḃfuaireamar
an ċóir ṁaiṫ,
Críoċnuiġimíd an t-aṁrán is ólaimíd drám.
Ní fios cé ḋein.
Méidreaċt (——— ó ——— ó ———ó———í) 4.

## 9: Maidin ḃog áluinn i mbáiḋ na Sgealg.

Maidin ḃog áluinn i mbáiḋ na Sgealg
 Dul ag triall ċun Aifrinn ġráḋṁair Dé,
D'éiriġ an tsuail, ró-ṁór, sa ḃfairrge—
 Le fuadar feartaine, d'árduiġ gaoṫ.
Do ṁaċtnuiġ an ċriú 'gus is uṁal do ċasadar
 Ag déanaṁ an ċuain anuas ċun Dairḃre;
Nuair ḃéic an fear stiúir, as mo ṡuan do ṗreabas-sa
 Do ḃíos im ċodlaḋ is dúisiġeaḋ mé.

Cia ċífeaḋ an bád, ar ḃáiḋ an ṁaidin úd,
 Sáṫ' sé maide uirṫe is do b'árd í a léim,
Nuair sgaoileadar cnáib agus gárdaí ráṁa uirṫe
 Gaċ clár ag cnagaḋ 's í ag rás mar piléar!
Do deineamar í stiúraḋ ar ċúrsa tarraingṫe,
 Sruṫanna ag brúġaḋ le siuḃal na hanairte,
Ní raiḃ luasgaḋ ar an lín ón mbaoi go Daingean siar
 Go ndeaċamar go Carraig Ġlas árd na Naoṁ.

Ḃí Carraig Lomáin mar ċráin ag sgreadaḋ róṁainn
 Ar tí sinn d'alpaḋ, le nár dtaoiḃ ċlé;
Bealaċ na n-Éiġ do ġéim mar tarḃ róṁainn
 Is d'ár ndóiġ níor taise do'n Ġearánaiġ éiġeaṁ.
Céad molaḋ le hÍosa Críost nár cailleaḋ sinn
 Is ná fuairteas sinn sínte i nduiḃeagán fairrge

Ach fanam' airis go dtigidh an calma
  Agus racham do'n Charraig le congnamh Dé.

Do bhí an tAthair Diarmuid go dian ag agairt
  Ar Rí na nAingeal an chriú theacht saor
Agus do cualathas suas é i n-uachtair Phárrathais
  Nuair adubhairt an phaidir ós ár gcionn go
    léir.
Do ghlanamar poinnte Rinn' gil' Cathrach,
  Bhí an Góilín thíos go mín tais calma
Níor stadamar de'n scríb go ndeachamar don
    Chalath
  Is d'ólamar flagan i dtigh Sheáin mhic Aodha.

Tomás Ruadh ó Súileabháin (1785-1848) do dhein

Méidreacht:
(x — á — á — a —, — x — a — á — é) 2.
(— x — — ua — — ua — a — —) 3.
(— x — — x — — ua — é).

## 10: ANACH CUAIN.

Má fhághaim-se sláinte, is fada bhéas trácht
  Ar an méid do báidheadh as Anach Cuain;
'S mo thruagh, amárach gach athair 's máthair,
  Bean a's páiste, tá a' sileadh súl.
A Rígh na ngrásta cheap Neamh a's Párrthas,
  Nár beag an tábhacht dúinn beirt ná triúr.
Acht lá chomh breágh leis, gan gaoth ná báisteach,
  Lán a' báid aca a' sguabadh ar siubhal!

Nár mhór an t-iongnadh os comhair na ndaoine
  A bhfeicsint sínte ar chúl a gcinn,

Sgreadaḋ a's caoineaḋ do sgannróċaḋ daoine,
Gruag d'á ciaraḋ 's an ċreaċ d'á roinn.
Ḃí buaċaillí óga ann, tiġeaċt an ḟóġṁair,
D'á síneaḋ ar ċróċar, 's d'á dtaḃairt go cill;
'S gur b'é gléas a bpósta do ḃí d'á dtórraṁ,
'S, a Ḋia na Glóire, nár ṁór an feall!

Annsiúd Dia hAoine ċluinfeá an caoineaḋ
Ag teaċt gaċ taoiḃ, agus greadaḋ bos,
A's a lán ṫar oiḋċe trom tuirseaċ claoiḋte
Gan ceó ḋéanaṁ aca aċt a' síneaḋ corp.
A Ḋia 's a Ċríosta d'ḟulaing íoḋbairt
Do ċeannuiġ go fíreannaċ an boċt 's an noċt,
Go Párrṫas naoṁṫa go dtugair saor leat
Gaċ créatúr díoḃ dá'r ṫuit faoi an loṫ.

Milleán géar ar an ionad céadna,
Nár lasa réalt ann 's nár éiriġe grian,
Do ḃáḋ an méid úd do ṫriall i n-éinḟeaċt,
Go Gaillim ar aonaċ go moċ Diardaoin.
Na fir do ġleusaḋ cliaṫ 'gus céaċt,
Do ṫreaḃaḋ bréanra 's do ċraiṫeaḋ síol;
A's na mná dá réir sin do ḋéanfaḋ gaċ aon rud,
Do ṡníoṁfaḋ bréid agus anairt caol.

Baile Cláir do ḃí i n-aice láiṁe
Níor leig an t-áḋ dóiḃ a ġaḃáil aníos,
Ḃí an bás ċoṁ láidir naċ dtug sé cáirde
D'aon ṁac máṫar dá'r rugaḋ riaṁ.
Muna sgéal a ceapaḋ dóiḃ an lá so a mbáiḋte
A Rí na nGrása nár ḃoċt an níḋ,

Aċt a gcailleaḋ uile gan loċ ná sáile,
  Le sean-ḃáḋ gránna 's iad láṁ le tír.

Ḃí aiṫre is máiṫre ann, mná 'gus páisdí,
  Ag gol is ag gárṫaiġil is ag silt na ndeor,
Is mná dá réir sin a ḋéanfaḋ aon rud
  A ṡníoṁfaḋ bréidín is anrait ċaol.
A Ṫomáis Uí Ċaṫail bu ṁór an sgéal tú;
  Do ṫreaḃfá bréanra is do ċuirfeá síol,
Is a liaċtaí buaċaill a ċraiṫfeaḋ láṁ leat,
  Mo léan! is tú báiḋte i nAnaċ Cuain.

A Ṡeáin Uí Ċosgair bu ṁór an sgéal tú,
  Gur ṡeas tú ariaṁ i luing nó i mbáḋ,
Is a liaċtaí coiscéim lúṫṁar ṡiuḃail tú
  Ó London anall go dtí Ḃéal Tráġ';
An uair a ṡíl tú snáṁ a ḋéanaṁ
  Rug na mná óga ort ḃús is ṫall,
Is gur ṡíl do ṁáiṫrín dá mbáiṫtí céad fear
  Go dtiocfá féin ċuici aḃaile slán.

Ḃí Máire Ní Ruaḋáin ann, buinneán gléigeal,
  An cailín spéireaṁail ḃí againn san áit,
Ġléas sí í féin go moċ Dia Céadaoin'
  Le dul un aonaiġ Ċnoc a' Dolái n.
Ḃí cóta uirri de ṫoġa an éadaiġ;
  Caipín lace is ribín bán;
Agus d'ḟág sí a máiṫrín brónaċ cráiḋte
  Ag silt na ndeor arís go bráṫ.

Losgaḋ sléiḃe agus sgallaḋ cléiḃe
  Ar an áit ar éagadar, is milleán cruaiḋ;
Mar is iomḋa créatúr d'ḟág sé ag géar-ġol,
  Ag sileaḋ is ag éagcaoin gaċ maidean Luain.

Ní díoġḃáil eolais a ċuir dá dtreoir iad
  Aċt mí-áḋ mór ḃí sa gCaisleán Nua,
Sé críoċnú an aṁráin gur báḋaḋ mórán
  D'ḟág áḋḃar dóláis ag Anaċ Cuain.

Antoine ó Reaċtaḃraċ (1784-1835) do ḋein

Méidreaċt — — — á — — — á — — — á — ua.

## II: Táim ag imṫeaċt tar sáile.

Go moċ maidin ṡaṁraiḋ, ar ngoire do'n ċuaiċ,
Síos le taoiḃ coille do ṫugas mo ruaig;
Sé smaoineas, ar seinnm do'n traona is do'n
  lon,
Gur ṁiṫid daṁ triall ṫar sáile anonn.

Táid mo ċáirde ar buile is ní náir daṁ é,
Mar is éigin daṁ imṫeaċt le fáinne an lae;
Aċ d'aiṁḋeoin mo ċaraḋ, raċad-sa ar tuinn
Agus gluaisfead imbáraċ ṫar sáile anonn.

Dá mbéaḋ sé im ċumas, ní ḟágfainn iad,
Ní ṫréigfinn mo ċumainn ar ġráḋ na gcéad;
Aċ is faon mo ċaraid is is faon mo ṫeann
Agus raċad imbáraċ ṫar sáile anonn.

Tá láṁ an tSasanaiġ láidir cruaiḋ;
Is neart a ceart, is is dearg-ár a buaiḋ,
Is bréag a ṁóide 's is fuilteaċ a lann,—
'S is miṫid daṁ éalóḋ ṫar sáile anonn

Mo ċráḋ gur leagaḋ leo láṁ na n-éaċt,
Mo ċráḋ gur milleaḋ leo curaiḋ na gcréaċt,
Mo ṁíle milleaḋ go ḃfuilmíd-ne fann
'S mo ċráḋ-sa mo ṫuras ṫar sáile anonn.

An ḃfíoróċtar ráiḋte ár naoṁ is ár saoi?
An mbeiḋmíd 'nár ndeoraiḋiḃ 'nár ndúṫaiġ-
ne coiḋċ'
An mbeiḋ séan nó sonas ar Éirinn on—
Dá mbeaḋ san, ní raċainn ṫar sáile anonn.

Aċ fáṫ mo ġearáin agus fáṫ mo ċaoi,
Fáṫ mo díbearṫa 's cráḋ mo ċroiḋe
Dian-lomaḋ ár ḃfearainn—ár ngearán gaċ am
Oċ! oireann dúinn imṫeaċt ṫar sáile anonn.

Tá Laiġin agus Connaċt agus Muṁain gan
ḃríġ,
Agus mór-ċúige Ulaḋ gan ceann 'nár gcríċ,
Tá Craoḃ na gcuraḋ ar seargaḋ seann
Ó imṫeaċt ár gcáirde ṫar sáile anonn.

Oċ! slán a ċoṁġaoil is a ċáirde mo ċroiḋe,
Slán le clannaiḃ glas-Inse na saoi,
Le máġaiḃ 's le tulċaiḃ ó ḃárra go bonn,
Ó táimse ag imṫeaċt ṫar sáile anonn.

Nioclás Ó Cearnaiġ (d'éag 1860?) do ḋein

Méidreaċt (— x — — x — — x — ou) 4.

## 12: Eaċtra Ġiolla an Amarráin.

### I.

### Ag Imṫeaċt Dó.

Ar dteaċt do ṁaidin do ṗreabas go
  héadtrom
As mo leaba le taiṫneaṁ an sgéil seo;
Ḃeirim ar ṁaide 's ní stadfainn ar aon ċor
Is feirc ar mo hata san ḃfaision is faoḃar air.
Do ċuir me slán lem ċáirde i n-éinḟeaċt
'S ag cuid níor ḟágas slán le foiréigean. . . .
  Go Portláirge den stáir sin téiḋimse
Ċoṁ farránta le Conán na Féinne,
Glacaim mo lóistín bórd bíḋ is féasta
Fairis an óg-ṁnaoi ba ċóraiġe i nÉirinn.
Do ḃí sí fáinneaċ fáilteaċ tréiṫeaċ,
Ba ċaoin deas sásta an *drawer* le glaoḋaċ í,
Ba ġleoite, b'aibiḋ, ba ġasta, ba néata
D'innseoċaḋ sí eaċtra, starṫa, is sgéil duit;
Ní ġlacfaḋ sí falaḋ ná fearg go héag leat
Faid ḃraiṫfeaḋ sí airgead agat gan traoċaḋ,
'S i gcúrsaí mná ní ṫráċtaim aon rud
Aċt cúis mo ġáire fáṫ a sméide;
Do rinn' sí mo ċlú dá mb' ḟiú mo ṡaoṫar
Do ċuireaḋ sí im ċúl-sa púdar gléigeal,
Ḃíoḋ deoċ ar maidin 's mé im leabaiḋ, dá
  gléas dom
Ó bun go barra 'sí ḃearraḋ go léir mé.
Ba ṁór é m'iongantas a soineantaċt féile
Is cruaḋas a muime ċun pingne d'éileaṁ,
Ní ṁaiṫfeaḋ a máṫair cáirt ná braon dom
Go gcaiṫfeaḋ sí an táille d'ḟagáil gan pléiḋe
  uaim.

D'ḟanas 'na ḃfeiġil-sin suim de laeṫiḃ
Ag fuireaċ le luing a raġaḋ as Éirinn.
Ḃí Captaon Allin, fear meanmnaċ aeraċ
Ag teaċt don mbaile 's níor ḃ'ḟada gur
réiḋeas leis.
Gléasaim orm go hobann le féirsge—
Mé féin 's mo ċostus ar sodar i n-éinḟeaċt.
Ċuaḋas don Ṗasáiste ar ġearrán le caraere
Is ualaċ scadán dom ṁeáḋċaint ar taoḃ de.

## II.

### Ar Muir dó.

Scaoiltear seolta ar nóin do Ṗoebus,
Do ḃí Aeólus leó agus Tétis;
Sceinnid de ṗreab amaċ san dtréan-ṁuir,
Druidid i ḃfad i dteas na gréine.
Níorḃ ḟada gur ġoill ar ċloinn sin Ṁaoġnuis
An ḟairrge doiṁin is radarc na spéire.
Ḃí meacain is meaḋg ag Taḋg ó Laoġaire
Is ní ḃlaisfeaḋ sé greim le treiġid ná braon
de;
Ḃí Caoilte ó Caoiṁ ag caoineaḋ a ċéile
'S ní ḃfaġaḋ a ċroiḋe boċt scít ar aon ċor.
Ḃí Gearailt is Tiobóid is Gearóid ar saoṫar
Ag tarraint mo ṗlocóid' i n-onóir na scléipe
Gur ḋearḃuiġ Diarmuid tiar go faoḃraċ
Ná mairfeaḋ a dtrian le triall ar Éirinn.
Sin mar do ċaiṫeamar tamall go taomnaċ
Tuirseaċ, atuirseaċ, treasgarṫa, traoċta.
Is bioḋ ar m'ḟallaing nár taise dom féin é—
Sínte tarsna coṁ aindeis le héinne.
Mo ċreaċ fada, ní magaḋ ba ṁéin liom
Im ċleas margaiḋ 's im lastrom aonaiġ:

Ba ṁinic é m' iarraiḋ ar Ḋia, dá mb'ḟéidir
Stuirm dár bfiaraḋ aniar go hÉirinn.
B'ḟearr ná a bfacas de ṁaiṫeas an tsaoġail
seo
'S é d' ḟaġáil cé fairsing, 's a raiḃ i dtaisge
ag Croesus
Nó ar dearmad Seoirse i bḞlóndrus de
ġréiṫre
Ag teaċt ó na nóṁaid go *Hanover* ar éigean,—
A ndeirim do ṫaḃairt mar ṁalairt le
buiḋeaċas
Ar beiṫ sa ḃaile nó i gcalaḋ-ṗort éigin,
Ar beiṫ san mBarúnaiġ dom neartú idir
Ġaeḋliḃ
Ag reic mo ċeaṫraṁan 's ag smaċtú mo ṫréada
Nó pairis an sagart ṫug teagasc go séiṁ dom
Is blaise na leanna go fairsing gan éileaṁ.
Nó ar Ṡliaḃ geal gCua fuair buaḋ na féile
Ag riar luċt duanta druaḋ 's a gcléiriġ.

## III.

### Sa Troid Dó.

Ċuaiḋ duine sa ċrann i dteannta an *maintop*
'S do ċonnaic sé ṫall an long le séideaḋ—
"*Helm-a-lee*" 's ba binn an sgéal liom.
Dubairt Captaon Allin go feargaċ faoḃraċ
"*Gunner give fire! we'll fight the negroes*
"*We'll conquer or die, my Irish heroes!*
"*All hands aloft!*" do ṗreabas am léine
'S do ḃí *cutlass* am ġlaic agus faoḃar air.
Frigead beag Ḟranncaċ lom ṁear ġléasta
Ċuir sinn i bponnc fé scannraḋ ár ndaeṫin.

Caiṫeann sí urċar fé imeall ár n-éadain
'S a daṫad glan-ġunna dá leigeann gaċ féile.
Do ḃíomar bórd le bórd ag réabaḋ
Ag gaḃáil de ġunnaiḃ i mullaiġiḃ a céile,
Ráig is gorraí is builli tréana,
Fuaim is geoin is gleo is caorṫainn,
Gárṫa is troid is gol is béiceaḋ—
Do ċuala Corcaċ is níor ḃ'ḟogus d'á céile
Fuaim an ċogaiḋ is torann an lae sin.—
Go mb' éigin dúinn casaḋ ċoṁ tapa 's b'ḟéidir
'S pé againn ba ṁeaṫta ċun reaṫa ḃeaḋ fé ḋe.
Mar a ḃeaḋ cúrsa cú agus girrḟéiḋ aici
Dá ċasaḋ i ngaċ ponnc 's an cúpla ar saoṫar
Go gcaiṫfeaḋ sí stad le neart ḃeiṫ traoċta,
Ba ṁar sin ár gcaṫ-na teaċt ar éigean.
Do marḃaḋ fiċe d'á ḃfuirinn san sgléip sin
'S ní áirṁim tuilleaḋ do milleaḋ ḃí créaċtaċ.
Do ċailleamar triúr i dtúis an lae ġil,
Ḃí gearraḋ agus brúġaḋ ar ċúig fear déag
ḋínn,
Ċuaiḋ urċar i ndailtín an ċaptaoin 's níor
léan liom
Do ġoid sé mo ċaipín is níor ḋanaíd leis maol
mé.
Rangamar an Pasáiste go bataráltа tréiṫ
lag
'S ṫángas go Port Láirge ar cosanáirde im
aonar.
Ar luing faid ṁairfeaḋ, ní raċad má ḟéadaim
Mura raġainn le bata nó ceangailte ar ṫéada.

An Ceangal.

Mar ḃarra ar gaċ ní, le Críost bíoḋ buiḋeaċas
A Ċara bí dom díon, a Rí ná tréig sinn,

Tóg-se t'ḟearg dinn, neartuiġ is saor sinn,
Fóir ar ár n-anam—sin agaiḃ mo sgéalta.

Donnċaḋ Ruaḋ mac Conmara (1715-1810) do ḋein

Méiḋreaċt — x — a — — a — é —

## 13: CAIPTÍN ḂRUADAR.

Is ar an luing seo, a Ṗaidí uí Loingsiġ, a ḃím-se ag déanaṁ bróin,
Ag osnuiġil ins an oiḋċe is ag síor-ġol sa ló;
Aċt anois ó dallaḋ m' innteaċt
Agus mé i gciantaiḃ ó mo ṁuintir,
Dar m'ḟírinne, is maiṫ a caoinfí mé i gConndae Ṁuiġ Eo.

Agus dá maireaḋ mo ṡean-aṫair agam, ḃeinn maiṫ go leor,
Ḃeaḋ buidéal ins gaċ láiṁ liom, is mé i gcoṁluadar ban óg.
Muna mbeaḋ síor-ól na gcártaí
Is an dliġe a ḃeiṫ ró-láidir,
Ní i Santa Criús a fágfaí mo ċnáṁa faoi'n ḃfóḋ.

Is a ċomrádaí na dísle, naċ claoiḋte lag atáim
Is ní mór go dtig liom innsint dá dtrian mo ḋuiḃtin bróin;
Aċt ó's tusa is túisge ċífeas
A maireann de mo ġaoltaiḃ.
Taḃair mo ḃeannaċt scríoḃta go Conndae Ṁuiġ Éo.

Is taḃair litir uaim go hÉirinn is má téiḋeann
  tú ḋ'on Aill Ṁóir,
Aiṫris do mo ġaoltaiḃ go bḟuil mé faoi ḃrón;
    Nuair a ṡíl mé a ḋul dá bḟéaċaint,
    Gur gaḃṫa ḃí mé i ngéiḃeann,
Is naċ aṁlaiḋ a ġeall Mac Dé dom a ḃeiṫ i
  gciantaiḃ faoi ḃrón.

Tá scoil i mBaile Neaṁnaċ ag óig-ḟir is ag
    mnáiḃ
Is an té a mbeaḋ dúil sa spóirt aige, ba ċóir
  dó a triall ann.
    Tá toġa 'ċuile ċeoil ann
    Dá ṡeinnm do réir nótaí
Agus Paidí ann d'á dtreorú is d'á bḟoġluim
  gaċ lá.

Tá taoḃ na Ceaṫraṁan Caoile siamsaṁail go
  leor:
Tá coiliġ is cearca fraoiġ ann go síorruiḋe
  ag seinnm ċeoil;
    Tá sméarṫa ar ḃarraiḃ craoiḃe ann,
    Tá uḃla cuṁarṫa buiḋe ann,
Tá géimneaċ bó is laoiġ ann, tiġeaċt oiḋċ' le
  Muire Ṁóir.

Ċaiṫ mé seal mór bliaḋanta go fial fairsing
  cóir
Faoi ṁór-ċion ag mo ṫiġearna, fad's leig
  mé do'n ól.
    Aċ aṁáin mur gcastaoi ag fiaḋaċ me,
    Ní raċaḋ mé dá bḟiafruiġe;
Ní ṫig liom gaḃáil go hIar-Uṁaill: tá mo
  pianta ró-ṁór.

Tá púnt is fiche amuigh agam i gConndae Mhuigh
 Eo.
Is ní rachaidh me dhá n-iarraidh choidhche ná go deo,
 Faitchíos go mbéarfaí thiar orm
 Is go ngabhfaí i ngeall le fiachaibh mé
Is go bhfáisgfaí boltaí iarrainn ar bhárr-
 iallachaibh mo bhróg.

Is go dtagaidh Cnoc na Cruaiche ar cuairt go
 hAbhainn Mhóir,
Acaill go Cúl Luachra ag buachailleacht bó,
 Go ndéantar Iarla i gCliarta
 Dhe Dhomhnall beag Mhac Riada,
Ní feicfidhear mé go dtí sin i gConndae Mhuigh
 Eo.

Ní fios cé dhein.

Méidreacht (— —x — — —í — —í — —ó) 3.
 (— —x —í —) 2.

## Caibiḋeal III

### Teaċt na hAislinge.

I gcainnt ṁaorḋa, i smaoineaṁ uasal:—
"Aisling ġéar do ḋearcas féin im leabaiḋ is mé go lag-ḃríoġaċ"—geiḃmíd tosaċ na hAislinge i litríoċt na Gaeḋilge mar ḟuirm filíoċta. Aoḋagán ó Raṫaille a ḃunuiġ mar ḟuirm í; Seán Cláraċ mac Doṁnaill a riaġluiġ í; Scoil Ṡliaḃ Luaċra a ḋein mar a ḃeaḋ curaḋ-ṁír di d'ḟilíḃ an Deiscirt; Eoġan Ruaḋ ó Súilleaḃáin a ṫóg go bárr a feaḃais í. Filí gur liaċt a n-áireaṁ, ṫángadar fé anáil a háilneaċta ar feaḋ céad go leiṫ de ḃliaḋantaiḃ agus le nár linn féin ċuir Pádraig mac Piarais aṫ-ċrot uirṫi le na "Fornoċt do ċonnaic tú."

Mar a ṫárluiġeann áṁṫaċ do gaċ ní ar an saoġal so, ḃí réaṁ-ṫeaċtairí ag obair sar ar ṫáinig an sár-ḟear. An file anaiṫnid do ċúm an Síogaiḋe Róṁánaċ timċeall 1650, ṫaisbeán sé gur ṫuig sé an Aisling ar fad, bíoḋ nár ṫug sé buaḋ na cainnte leis. Is féidir a ráḋ i dtaoḃ a iarraċta nár ṡáruiġ aon ḟile eile go dtí an lá indiu suiḋeaṁ na hAislinge sin maidir le coṁaċt dramuíoċta. Ór-ċnoc Ċéapuis sa Róiṁ, uaiġ na n-Iarlaí gur ċuir a dteiċeaḋ ó Éirinn deire le seana-ṡaoġal na nGaeḋeal, sin é an suiḋeaṁ a ċeap sé d'á aisling agus cad é mar ṡuiḋeaṁ é! Agus

nuair is léir dó tré scím na ndeor an ṁaiġdean áluinn ḃeiṫ le na ṫaoiḃ, cuireann sé 'na ḃéal an ċeist ḟíor-ḃrónaċ úd do léiġeamar ċeana i n Óir-Ċiste I, ceist do ċéas na mílte croiḋe i n Éirinn agus ná fuil a réiḋteaċ le faġáil an taoḃ so de'n tsíorruíoċt:—

Créad fáṫ ndíoltar pian na péine
Ar aon pór níos mó ná a céile?

An dá ní sin a ḃaineann leis an aisling seo, suiḋeaṁ agus ceist, ní scarann a gcuiṁne leis ó ċéad-léiġeaḋ an duain seo do'n léiġteoir; agus ṫairis sin níl molaḋ níos aoirde le taḃairt d'aon duan ná d'aon file.

Is é Mac an Ċeannuiḋe áṁtaċ do ḃunuiġ an Aisling mar ḟuirm filíoċta agus a ṫug a hainm uirṫi. Is minic a curtar an ċeist cionnus a ṫáinig an Aisling. I gcúrsaí intleaċta ní féidir deiṁin do ḋéanaṁ d'aon ḟreagra ar ċeist d'á saġas. Séideann an ġaoṫ ar uisge an loċa, agus ní heol dúinn cad é an suaṫaḋ aeir fé ndear dí teaċt. Ar an gcuma gcéadna ní heol dúinn cad é an ní a ṡéid fé ṡaṁluíoċt an file i n-uain an ġáḃatair agus a ċuir ar lasaḋ í? Íoṁáiġ obann a ṫárla dó, focal éigin a ċuala sé, cainnt éigin gur leaṫ-ċuiṁniġ sé uirṫi, seana-smaoineaṁ a ḃí i gcúl a aigne i gan-fios nár ṫáinig go bárr go dtí gur corruiġeaḋ go mór é, nó smaoineaṁ gur ṫug sé casaḋ nua dó i ḃfios i nam an *afflatus*, cé déarfaiḋ cioca? Pé ní is cúis leis, ní ḃaineann sé de ṁíorúilt an ní féin nuair a curtar an sár-ċrot air. Saṁluiġtear dom gur casaḋ nua ar ṡeana-smaoineaṁ is eaḋ a

ṡoillsiġ fuirm na hAislinge d' Aoḋagán ar dtúis. Ní haon rud nua é an bun-smaoineaṁ. Is minic a léiġmíd i litríoċt na Meaḋon-Aoise cionnus mar a ṫáinig siḋe-ḃean fé leat-trom mór ag triall ar an bfile agus é ag siuḃal i ndiaṁraiḃ coille agus cionnus mar a noċt sí dó bás obann a ċarad, a ṗatrúin nó a ṫaoisiġ ionṁuin. Tá a leiṫéid ag *Chaucer* i litríoċt an Ḃéarla, tá sé sa bFraincis agus san Iodálais, agus tá sé i nGaeḋilg ċoṁ maiṫ (féaċ "Lá d'á raḃas ar maidin go fánaċ" ag an gCéitinneaċ) agus rud is taḃaċtaiġe fós, tá sé ag Aoḋagán féin sa ċaoineaḋ do ċúm sé ar bás Eoġain ṁic Ċormaic Riaḃaiġ ṁic Cárṫa nuair a labair Fionscoṫ leis. Fuirm nó fuirmle seaḋ é mar sin atá coitċeannta go leor, aċ sé do ḋein Aoḋagán i Mac an Ċeannuiḋe ná scóp nua dúṫċasaċ do ṫaḃairt di nár tugaḋ go dtí san, an ṁaiġdean Éire do ḋéanaṁ de'n tsiḋe-ḃean, mairtíreaċt an náisiúin do ċaoineaḋ i nionad báis nádúrṫa an duine—agus san uile i n-iarraċt sár-áluinn nár cloiseaḋ a leiṫéid riaṁ roimis, an ní a ḋeineann an draoi nuair a ḃuaileann sé rud comónta le na ṡlaitín draoiḋeaċta agus siúd 'na ṡeod ṡár-luaċṁar é.

Níor ḃain Aoḋagán feiḋm as an múnla nua so d'á smaointe aċ dá uair; agus mura bfuil dearṁad orm, ġluais suim ṁaiṫ de ḃliaḋantaiḃ idir an dá uair, i dtreo naċ ionann méinn ná móḋ do ċeaċtar d'á aislingí. Is fiú stúiḋéar do ḋéanaṁ orṫa mar sin i dteannta a ċéile agus comparáid do ḋéanaṁ eadorṫa mar is contrárḋaċt d'á ċéile iad. Níl deismireaċtaí

níos fearr le faġáil ar an ndaṫ a ċuireann méinn an ḟile ar a smaointe agus ar a urlaḃra fiú aṁáin, do réir mar a ṫagann an tsaṁluíoċt fé análaiḃ éagsaṁla ná mar a ġeiḃtear ionta-san.

I Mac an Ċeannuiḋe blaisimíd fíor-ḟíon na filíoċta. File óg fuinneaṁail atá ag labairt ann, é lán de ḋóċas na hóige, é i ngráḋ leis an Áilneaċt féin. Filíoċt ṡoillseaċ ġeal éadtrom is eaḋ a ġeiḃmíd mar sin. Coṁ fada is a ḃaineann le ciall, le cainnt, agus le ceol, sí gile na gile í, criostal an ċriostail. Bíoḋ gur sgéal brónaċ atá ag an bḟile le h-innsint, tá sé ċoṁ meallta sain ag an Áilneaċt naċ féidir leis an mbrón buaḋċaint ar aoiḃneas na filíoċta. Caḃruiġeann guṫuíoċt an aṁráin agus deilḃ na méidreaċta leis an nóta geal éadtrom san. Airís agus airís eile siad na guṫanna éadtroma "a" agus "é" agus "í" a ṫuiteann fé'n mbéim; is fíor-annaṁ do "á," nó "ú," nó "ua" do ṫeaċt; níl aon uaill ná dordán trom sa ċeol. Tá deilḃ na méidreaċta ar an ndul céadna:—a — é — a — é — a — é — aí; ba ḋóiġ leat gur ċlos duit na mion-tonna ag briseaḋ um neoin ar ṁion-ġrean an loċa. Agus maidir leis an gcainnt, is ar éigin atá coṁ-focal innti agus níl friotal ṫar ḋá ṡiolla tríd síos; tá an ċiall i gcoṁnuiḋe díreaċ soiléir. Aċ an snas atá uirṫi ó ṫosaċ, an ḟoirḃṫeaċt focail agus deilḃe, an ṁáiġistreaċt céirde a noċtann an file óg so! Cad tá le ráḋ i dtaoḃ an séiṁaḋ ḃéarsa a ṫugann dúinn an íoṁáiġ sin ar Éirinn atá ċoṁ rómáinteaċ, ċoṁ h-ionċuiṁnte

sin gur ṡáruiġ sé gaċ íoṁáiġ a ċeap aon ḟile eile uirṫi riaṁ nó ó ṡoin. Agus sa deire ṫiar, bíoḋ gur léir dúinn ar ṫráiġ na mbarc an cailín, bíoḋ gur clos dúinn ó ḃeol ba ḃinn i nglór ba ċaoin an sgéal is truaġánta ar doṁan, bíoḋ go ndeirtear linn gur éaluiġ an t-anam aisti, ní brón an ní is mó a ṁotuiġmíd ná fiú aṁáin doiṁin-truaġ d'a haicíd aċ gráḋ. Gráḋ ar fad di, d'á háilneaċt, d'á caoine, d'á laige. Moṫuiġmíd go ḃfuil an óige léiṫe agus linne agus téiġeann dínn a ṫuisgint gur brón is bás atá i ndán d'éinne atá ċoṁ háluinn ċoṁ haoiḃinn léi. Creidimíd bíoḋ go ḃfuil a gruaḋna fliuċ agus a croiḋe d'á snoiġe 'na cléiḃ le dólás, naċ foláir nó go ndéanfar an éaċt fós agus go ḃfillfiḋ Mac an Ċeannuiḋe.

A ṁalairt ar fad de ḋaṫ atá ar Ġile na Gile. Duan ċoṁ dursam leis níor ṫáinig riaṁ ó ṗeann aon ḟile aċ aṁáin san seaċtṁaḋ aois déag. Tá deire leis an ndóċas agus leis an éadtruime, tá an file brúiġte fé ualaċ an ḃróin, fé ṁainn na ndeor naċ siltear, tá uaigneas agus scáil na h-uaġa air. Is mar an gcéadna do'n ḟilíoċt; tá sí duḃaċ duḃrónaċ ar fad, ar cromaḋ fé ualaċ an uaṫḃáis a luaḋtar agus níos mó fós fé ualaċ an feasa "ná cuirtear im laoiṫiḃ le fíor-uaṁan." Caḃruiġeann an ġutuíoċt tríd síos leis:—
i — — i — — i — — í ua; mar a ḃeaḋ siosarnaċ gaoiṫe móire a cloistear i gcéin ar dtúis agus ansan a ḃuaileann an ċluas go hobann le huaill an éadóċais. Is fíor go dtugtar do'n ḟile "fios filleaḋ do'n duine

do'n ionad ba rí-ḋualgas, fios milleaḋ na druinge ċuir eisean ar rinn-ruagairt"; aċ ní ċreideann sé an fios sain. Fágann sé an ḃruinneal ar ḃruinniḃ ag bruinnire bruinn-stuacaċ agus an ḃuiḋean gruagaċ 'na timċeall ag briseaḋ fá sgige go sgigeaṁail uimpi. Agus an sgige ṁagaṁail sin, ní scarann sí le nár gcuiṁne go deo, fanann a macalla 'nár n-aigne ċun sinn do ċráḋ do ṡíor. Cainnt ċasta ḋoiléir, paisiún dúr gan dóċas gan faoiseaṁ atá ag labairt amaċ as gaċ líne de'n aisling seo mar a raiḃ soineantaċt agus éadtruime roimis sin; tá domblas searḃ déanta d'ḟíon na hóige. Agus cé ṁeasfaiḋ anois an doiṁneaċt bróin, an anaiṫe aigne as a dtáinig an aisling seo? Fágann sí ar criṫ sinn le huaṁan agus is léir gur ar criṫ a ḃí an file féin nuair do scéiḋ an t-aṁrán i n-aon urċar tur teiṫ as croiḋe a ḃí sár-ṡuaiḋte éadóċasaċ.

Cad ba ḃun leis an éadoċas go léir? An aṁlaiḋ a ṫuig Aoḋagán an baoġal a ḃí ann go dtréigfeaḋ Éire an gradam is an áilneaċt ba ḋual di, ċun luiġe síos le bodaċaiḃ?

D'inniseas di-se sa ḃfriotal do b' ḟíor uaim-se
Nár ċuiḃe ḋi snaiḋmeaḋ le sliḃire slím-ḃuaḋarṫa
'S an duine ba ġile ar ṡlioċt ċiniḋ Scuit trí huaire
Ag feiṫeaṁ ar ise ḃeiṫ aige mar ċaoin-nuaċar.

An é a ḃí 'na aigne an coiṁeasgar a ḃí ar siuḃal ó ġlúin go glúin ó ṫáinig an Sacsan, idir luċt an ċúil-le-cine agus an dream dílis do léiriú d'á luċt coṁ-aimsire airís agus roġa an Ġaeḋealaċais nó an Ġallḋaċais do ċur ós a gcóir? Raiḃ deire i ndáiríriḃ le ré na nGaeḋeal?

## 14: An Síogaiḋe Róṁánaċ.

Innsim fios is ní fios bréige,
Le n-ár súiliḃ dúinne ba léir é,
Le mo ċluasaiḃ ċualas féin é,
An ní adeirim, ní ċeilim ar aon ċor.

Lá dá raḃas ar maidin im aonar
Ins an Róiṁ ar ór-ċnoc Ċéaṗais,
Sínte ar leic ag sileaḋ déara,
Lán de ġruaim ar uaiġ na nGaeḋeal-ḟear;

Fé raiḃ dias do ḃ'ḟial fé ṡéadaiḃ,
Le nar ġráḋṁar aḋḃar m'éagnaiġ,—
Iarla mór Tír Eoġain Néill-ṁir,
Is Ó Doṁnaill na n-ór-lann bḟaoḃraċ.

An tráṫ do ṡíleas sgiṫ do ḋéanaṁ
Cé do ċífinn de ṁaoilinn an tsléiḃe
Aċ maiġdean áluinn ḃráġaid-ġeal péarlaċ
Do ḃain bárr go bráṫ de Ḃénus,

Is de Ṁinerḃá i ndeilḃ 's i ndéanaṁ;
Is maiṫ do sníoṁaḋ a braoiḋte caola,
Do ḃí an t-ór i meoḋan a céiḃe
'S do ḃí an sneaċta 's an lasair 'na héadan.

Adubairt sí liom san mball gcéadna
De ġlór ṁilis ba binne ná téada
Druidim suas ó uaiġ na dtréan-ḟear—
B'ḟada ag caoi is a croiḋe d'á réabaḋ.

Fé ḋeire ṫiar i nDiaiḋ a saoṫair
Do ṫóg sí uaill ba ṫruaġ le héisteaċt,
Do ḃainfeaḋ deoir go leor as cléirċiḃ
Agus ós na cloċaiḃ osna dá mb' ḟéidir.

Leis an maoiṫeaḋ sin ṡín sí a géaga
'S ag dearcaḋ suas go cruaiḋ ar néalltaiḃ
Do labair sí le Rí na Spéire,
Lán de ċanntlaṁ insan réim seo:—

A Ḋé ṁóir, an deoin liḃ m'éisteaċt
Nó an miste ceist ḃeag éigin
Do ċuaiḋ i nDaingean ar ṁacaiḃ léiġinn
D' ḟiafruiġe Ḋíḃ, ós Daoiḃ is léir í?

Ó táim ar mearḃall i n-ainḃfios sgéala,
Óir má's ionann a ṫuilleann gaċ aon neaċ
Coir na sinnsear do rinne an ċéad-ḟear,
Áḋaṁ ár n-aṫair do meallaḋ le hÉaḃa.

Créad fá nDíoltar pian na péine
Ar aon ṗór níos mó ná a ċéile?
Créad fá saorṫar gaċ daor éigceart
'S naċ mbíonn saor naċ nDaorṫar é seal?

Créad fá gcroċtar boiċt gan aon ċoir
Agus slioċt na loċt i dtoice an tsaoġail seo?
Créad é an tóḃaċt naċ sgriostar éirciġ
'S gur buan a dtóir i nDeoiḋ na gcréidṁeaċ?

Créad naċ ḃfeanntar clann Lútéaruis
'S clann Ċríost d'á gclaoiḋe go n-éagaid?
Créad naċ truaġ na huain d'á gcréaċtaḋ
'S na mic tíre ag inġréim' an tréada?

Créad an ceart fá leagtar Éire
'S le na gleo naċ mór go n-éisttear
Créad an ċóir naċ dtógtar Gaeḋeala
Dream nár ḋiúlt do'n Dúileaṁ géilleaḋ? ....

Guiḋimse Dia, má's mian leis m'éisteaċt,
Guiḋim Íosa do-ċíos an méid seo
'S an Sprid Naoṁṫa airís d'aon-toil
Muire Ṁáṫair is Pádraig déid-ġeal,

Colm croiḋe agus Bríġid Naoṁṫa
Go ndaingniġiḋ siad Gaeḋil d'á céile
'S go dtigiḋ daoiḃ an gníoṁ so ḋéanaṁ
Gaill do ḋíbirt is críoċ Ḃanba ṡaoraḋ!"

An tráṫ do ċríoċnuiġ an tsíḋ-ḃean ṗéacaċ
Mar aduḃras ar dtúis an ṁéid seo
Iar mbualaḋ a bas go prab fé céile
Do ċuaiḋ sí suas de ruaig go néalltaiḃ

Agus d'ḟág sí mise ar leic im aonar
Sínte ar ṫuama-uaiġ na nGaeḋeal-ḟear
Gan spracaḋ gan glór gan treoir gan aon ċor
Lán de ḃrón tré sgeon a sgéalta.

Ní fios cé ḋein.

Méidreaċt (— x — i — — i — é —) 4.

## 15: Mac an Ċeannuiḋe.

Aisling ġéar do ḋearcas féin im leabaiḋ is mé go lag-ḃríoġaċ,
Ainnir ṡéiṁ d'árḃ ainm Éire, ag teaċt im ġaor ar marcuiḋeaċt;
A súil reaṁar ġlas, a cúl trom cas, a coṁ seang geal 's a malaiḋe,
D'á ṁaoiḋeaṁ go raiḃ, ag tiġeaċt 'na gar, le díograis, Mac an Ċeannuiḋe.

A beol ba binn, a ġlór ba ċaoin, is ró-ṡearc linn an cailín,
Céile Ḃriain d'ár ġéill an Ḟiann, mo léir-ċreaċ ḋian a haicíd;
Fé ṡúiste Gall d'á bruġaḋ go teann, mo ċúilfionn tseang 's mo ḃean ġaoil.
Níl faoiseaṁ seal le tiġeaċt 'na gar go ḃfillfiḋ Mac an Ċeannuiḋe.

Na céadta 'tá i bpéin de ġráḋ le géar-ṡearc sáṁ d'á cneas-ċlí,
Clanna ríġte, maca Míleaḋ, dragain fíoċta is gaisgiḋiġ;
Tá gnúis 'na gnaoi, ní ṁúsclann sí; cé duḃaċ fé scíos an cailín
Níl faoiseaṁ seal le tiġeaċt 'na gar go ḃfillfiḋ Mac an Ċeannuiḋe.

A ráiḋte féin, is cráiḋte an sgéal, mo lán-ċreaċ ġéar a haicíd!
Go ḃfuil sí gan ceol, ag caoi na ndeor 's a buiḋean gan gó ba ṁaiṫ gníoṁ,

gan cliar gan órd, i bpian go mór, 'na
  hiarsma fó gac madaí;
'S go mbeid sí 'na spreas gan luide le fear
  go bfillfid Mac an Ceannuide.

Adubairt airís an búid-bean míonla, ó túrnad
  ríogra cleact sí—
Conn is Art ba lonnmar react, is b'foglac
  glac i ngleacaideact;
Criomtan tréan, tar tuinn tug géill, is
  Laoigeac mac Céin an fear groide
go mbeid sí 'na spreas, gan luide le fear,
  go bfillfid Mac an Ceannuide.

Do beir súil ó deas, gac lá fó seac, ar tráig
  na mbarc, an cailín,
Is súil deas soir, go dlút tar muir, mo cuma
  anoct a haicíd,
A súile siar, ag súil le Dia, tar tonntaib
  fiara gainme
Is go mbeid sí 'na spreas, gan luide le fear
  go bfillfid Mac an Ceannuide.

A bráitre breaca, táid tar lear; na táinte
  searc an cailín;
Níl flead le fagáil, níl gean ná grád ag neac
  d'á cáirdib, admuigim;
A gruadna fliuc, gan suan gan sult, fé
  gruaim, is dub a n-aibíd;
Níl faoiseam seal le tigeact 'na gar go
  bfillfid Mac an Ceannuide.

Dubart-sa léi, ar clos na sgéal, a rún gur
  éag a cleact sí,
Tuas san Spáinn go bfuair an bás, 's nár
  truag le các a haicíd;

Ar gclos mo ġoṫa i bfoġas di, ċorruiġ a
  cruiṫ 's do scread sí,
Is d'éaluiġ a hanam d'aon-ṗreib aisti; mo
  léan-sa an ḃean go lag-ḃrioġaċ.

Aoḋagán ó Raṫaille (1680-1730?) do ḋein.

Méidreaċt (a — é — a — é — a — é —aí) 4.

## 16: Gile na Gile.

Gile na Gile do ċonnarc ar sliġe i n-uaigneas;
Criostal an ċriostail a guirm-ruisc rinn-
  uaine;
Binneas an binnis a friotal nár ċríon-
  ġruamḋa;
Deirge is finne do fionnaḋ 'n-a grios-
  ġruaḋnaiḃ.

Caise na caise i ngaċ ruibe d'á buiḋe-ċuaċaiḃ;
Baineas an ruiṫneaḋ de'n ċruinne le rinn-
  scuabaiḃ;
Iorraḋ ba glaine ná gloine ar a bruinn
  ḃuacaiġ,
Do geineaḋ ar ġeineaṁain di-se 'san tír
  uaċtraiġ.

Fios fiosaċ ḋam d'innis, is ise go fíor-
  uaigneaċ;
Fios filleaḋ ḋo'n duine ḋo'n ionad ba ríġ-
  ḋualgas;
Fios milleaḋ na druinge ċuir eisean ar rinn-
  ruagairt;
'S fios eile ná cuirfead im' laoiḋṫiḃ le fíor-
  uaṁan.

Leiṁe na leiṁe ḋam druiḋim 'n-a cruinn-
tuairim !
Im' ċime ag an gcime do snaiḋmeaḋ go fíor-
ċruaiḋ mé ;
Ar ġoirm Ṁic Ṁuire dom' furtaċt do ḃíoḋg
uaim-se ;
Is d'imṫiġ an ḃruinneal 'n-a luisne go bruiġin
Luaċra.

Riṫim le riṫ mire im' riṫiḃ go croiḋe-
luaimneaċ,
Tré imeallaiḃ curraiġ, tré ṁongaiḃ, tré ṡlím-
ruaiḋtiġ,
Do'n tinne-ḃroġ tigim, ní ṫuigim cia an tsliġe
fuaireas,
Go hionad na n-ionad do cumaḋ le draoiḋeaċt
ḋruaḋa.

Brisid fá scige go scigeaṁail buiḋean
ġruagaċ,
Is fuireann do ḃruinnealaiḃ sioscaiṫe dlaoi-
ċuaċaċ ;
I ngeiṁealaiḃ geiṁeal mé cuirid gan puinn
suaiṁnis ;
'S mo ḃruinneal ar bruinniḃ ag bruinnire
bruinn-stuacaċ.

D'inniseas di-se, 'san ḃfriotal dob' fíor
uaim-se,
Nár ċuiḃe di snaiḋmeaḋ le slibire slím-
ḃuaiḋearta,
'S an duine ba ġile ar sliocṫ ċiniḋ Scuit trí
huaire
Ag feiṫeaṁ ar ise ḃeiṫ aige mar ċaoin-nuaċar.

Ar ċloistin mo ġoṫa ḋi goileann go fíor-uaiḃreaċ,
Is sileaḋ ag an ḃfliċe go life as a gríos-ġruaḋnaiḃ;
Cuireann liom giolla dom' ċoimirc ó'n mbruiġin uaiṫi;
'S í gile na gile do ċonnarc ar sliġe i n-uaigneas.

An Ceangal.

Mo ṫreiġid! mo ṫubaist! mo ṫurrainn! mo ḃrón! mo ḋíṫ!
An soillseaċ muirneaċ mioċair-ġeal beol-tais caoin
Ag aḋarcaċ fuireann-duḃ mioscaiseaċ cóirneaċ buiḋe,
'S gan leiġeas 'n-a goire go ḃfillid na leoṁain tar tuinn.

Aoḋagan ó Raṫaille (1680-1730?) do ḋein.

Méidreaċt i — — i — — i — — í ua —.

# CAIBIDEAL IV.

## NA STÍOḂAIRD.

Níl aon teora le na ḃfuil scríoḃṫa ag filí na hoċtṁaḋ aoise déag ar sgéal na Stíoḃard. Sna ceiṫre hamráin a leanann anso, ġeoḃaimíd toġa an t-saoṫair sin mar scríoḃaḋ iad sna bliaḋanta roim caṫ Ċúlódair nuair do ḃí dóċas na nGaeḋeal go hárd.

Sé an Ḃuaċaill Ḃeo an t-aṁrán is aoiḃne do ḋein Seán Cláraċ agus an iarraċt is mó a ṫuilleann clú dó. Is féidir a ráḋ go ḃfuil an t-aṁrán go léir idir cainnt agus ceol “ mar leagaḋ an drúċta ar ċiuṁas an Róis.” Gile mear seaḋ a ṫugann an file ar an Stíoḃard agus gile mear an tréiṫ is soiléire ’na ċuid féin filíoċta, go mór mór sa ċeann so. Cirteaċt focal, misleaċt ceoil, foirḃteaċt deilḃe, ciall ċoṁ glé le criostal, méidreaċt ċoṁ mear le caise—ḃí gaċ tréiṫ filíoċta ag Seán Cláraċ d’ḟéadfaḋ file do ṡaoṫrú dó féin aċ gan bun-ḟéiṫ na hárd-ṡaṁluíoċta do ḃeiṫ ann ó ḋúṫċas. Sin é an ní a ċoimeádann Seán fé ḃun na mór-ḟilí agus a ċailleann an árd-ċraoḃ air. Aċ ba file mór-le-ráḋ é i stair na litríoċta. D’imir a ṡaoṫar mór-ċoṁaċt ar ḟilí a ċoṁ-aimsire tré ḟeaḃas a ḃéarsuíoċta féin agus mar príoṁ-ḃreiṫeaṁ Cúirte na hÉigse. Saṁluiġtear dom gurab

é do ċraobscaoil an Aisling mar fuirm litríoċta agus do ḋein céird di; agus an ṁisleaċt agus an sár-ċeol deilbe do ṫáinig isteaċ i bfilioċt na Muṁan sa leaṫ deireannaċ de'n 18aḋ aois, ní déarfainn ná gur ab é rian ṡaoṫair Ṡeáin Ċláraiġ é.

"Caoineaḋ na Mná Albanaiġe i ndiaiḋ a céile" teideal eile a tugtar go minic ar an aṁrán so. Má deintear trí ranna de, is soiléire a tuigfear a ḋéanaṁ. Ar dtúis i ḃéarsaí (I—IV) curtar síos ar an mbrón atá ar an saoġal fóḋlaċ go léir: saoḃaḋ ar spéir, daol-ḃrat ar ṡolus, ciúineas ar éin agus gruaim ar éigeas, tá gaċ aoiḃneas ar ceal ó scaoileaḋ uainn an Buaċaill Beo. Sa tarna cuid (V—IX) léiriġtear dúinn tréiṫe an laoiċ i bpearsain agus i méinn; agus sa tríoṁaḋ cuid (X—XI) árduiġtear guiḋe ċun an Aein-Ṁic "ċum saoġail agus sláinte d'faġáil do'n leoṁan." Sí an ċéad ċuid an ċuid is aoiḃne.

Má's caoineaḋ i ndiaiḋ an Stíoḃardaiġ a ġeiḃmíd san aṁrán tosaiġ seo, táimíd ar a ṁalairt ar fad de ṁéinn sa tarna aṁrán. Rosc caṫa meisgeaṁail atá ann ag spreagaḋ na nGaeḋeal ċun ·gníṁ. Ba ṁinic do réir Aoḋagáin uí Raṫaille ar ṫráiġ na mbarc do'n ainnir Éire, "a súile siar ag súil le Dia, tar tonntaiḃ fiara gainṁe," bíoḋ gur lag a dóċas b'féidir go ḃfillfeaḋ an leoṁan. Aċ seo file atá deiṁin de. Gaċ maidin ar ṁúscailt dó, riṫeann sé go fairrge síos "mo ḋearca do leaṫaḋ ag faire do ṡíor ar ḃarcaiḃ an ṫaraire ag gearraḋ na sliġe," agus ċeana

féin is clos dó "torann na long ag scoltadh na dtonn ag tarraing go teann 'nár gceann fé sheol." Chítear mar sin go bhfuil athrú puirt ar fad anso agus go bhfuil freagairt an Chaointe sa Rosc. I ndonad an daol-bhrait bhróin, tá lasadh sa ghréin gach lae go neoin, i nionad tost do bheith ar éin agus ar éigeas, táid araon ar mire áthais. Fiú amháin barra na gcraobh, táid ag déanamh sgeoil nach fada beidh Gaedhil i ngéibheann bróin. Agus éirigheann an misneach agus an meisge chun catha níos aoirde agus níos aoirde fós i ngach líne de'n amhrán go dtí go sroistear an ghairm-scoile sa bhéarsa deireannach "curtar gan mhoill an báire i séin." Sár-iarracht atá san amhrán so.

An t-abhbar céadna atá i "Fé Mheirgibh maoidhte Laoisigh Móir," an mhire, an mheisgeamhlacht, an dóchas árd céadna; ach i nionad torann na dtonn do teacht chun cluaise, sé a chloisimíd anso ná máirseáil na mílte ar talamh tirm. Táid na leomhain i dtír agus ag gluaiseacht rómpa chun buadha. Cad eile atá le tuisgint le buillí tréana na méidreachta.

Go rabhadar mílte taoiseach sluagh
D'arad-fhuil Gaoidhil na loingseach luath
'S a leabhar-bhairc líonta díobh ar luadhail.
'S a mbratacha ar luascadh i néinfeacht.

Dubhart thuas gur foirbhteacht deilbhe tréith d'árd-tréithibh filíochta Sheáin Chláraigh. Is dóigh liom gur deacair an deismireacht so d'á shaothar do shárú maidir le na deilbh, chomh cruinn ceart agus atá ceol fighte le céill agus ciall

le ceol. Tugtar fé ndeara go mór mór an coṁaċt agus an obainne atá ag baint leis na leaṫ-línte ċoṁ-ḟuaim a ṫagann gan coinne leo i ndiaiḋ na línte ḃfada dtréan-ḃuailte :—

do ḋío-ċur Ṡeóin
as críoċaiḃ Eoġain.

Déarfá gur clos duit mar do ḃeaḋ urċair ṫréana as gunnaí agus a macalla; nó buillí na mílte gcos agus iad ar stad ag marcáil béime—agus ansan siúd ar aġaiḋ airís iad sna línte fada ag deire an ḃéarsa. Aċ ní hamáin i gcúrsaí deilḃe atá an t-aṁrán so ionċuiṁniġṫe aċ i gcúrsaí cainnte. Féaċ a áilne agus a ċirte atá an ċainnt tríd síos, beireann sí greim ar an gcuiṁne ar a ċéad-léiġeaṁ duit: "ar leirg na gaoiṫe 's an taoide leo." "A mbrataċa ar luascaḋ i néinḟeaċt." Rud eile is fiú a ṫaḃairt fé ndeara i dtaoḃ an aṁráin seo .i. ċoṁ gaolṁar agus atá filíoċt Ṡeáin Ċláraiġ le filíoċt Eoġain Ruaiḋ. Déarfá gur as an múnla ċéadna, as an aigne ċéadna beagnaċ, a ṫáinig an t-aṁrán so agus formór aṁrán Eoġain. Sin fé ndear dom a ráḋ tuas gur ḟág Seán a rian go hana-ṫréan ar ḟilíoċt an tarna leaṫa de'n 18aḋ aois. Aċ tá deifríoċtaí ana-inspéise idir saoṫar na beirte mar sin féin, d'á ġaolṁaire iad. An líoṁṫaċt ċéadna acu araon aċ í fé ṡrian níos mó ag Seán, breiṫeaṁantas agus toṁas níos cirte aige ar ioṁáíoċt agus ar ḟocalaiḃ, ceol níos cosgṫa, níos ciúine aċ ag an ḃfile eile an

'*audace superbe*' a ḋallann sinn le na ċomaċt, a ṗléiḋeann le cainnt síor-ḋaiṫte, le ceol síor-ċasta ar nós cuma liom agus ná fágann aon líne ṡuarac, aon ċom-ḟocal comónta 'na ḋiaiḋ. Ar an dtaoḃ eile de'n sgéal féaċ ċom fada agus táid scarṫa ó stíl Aoḋagáin uí Raṫaille. An ceol solaṁanta, an urlaḃra ṁaorḋa, an paisiún dúr, an maċtnaṁ dian—comarṫaí an ċroiḋe láin agus na haigne dursaine a ṫugann ionad ar leiṫ d'ḟilíoċt Aoḋagáin—níl a rian-san ar ṡaoṫar na beirte seo. Ġeiḃmíd gile, líoṁṫaċt, so-ġluaiseaċt, tréiṫe na hintinne b'ḟéidir i nionad tréiṫe an ċroiḋe aċ is iad tréiṫe na hóige iad leis i gcomparáid le tréiṫe na haoise.

I ndiaiḋ an dóċais tagann éadóċas ám agus seirḃtean. Féaċ airís an file a leaġ an croiḋe ionainn le misleaċt a ċaointe san "Buaċaill Beo" agus a ċuir an fuil ag preabaḋ tré ċuislinn ionainn i "Fé Ṁeirgiḃ maoiḋte Laoisiġ," féaċ anois é lán d'-éadóċas taréis na meanman, lán de ṡearḃus taréis an ḃinnis. Tá contrárṫaċt na dtrí nduan eile againn mar sin san "Bonnaire Fiaḋ-ṗuic Fáin." Sé Séamus a dó an bonnaire sin a diúltuiġ do'n ċat i nam a tráṫa agus "a fág millte le cian an máḋ." Aċ "b'ḟéidir fós le Rí Neiṁe" adeir sé "go dtiocfaḋ an laoċ tar sáile." Naċ aindeis atá an sgéal ag Seán Claraċ nuair ná fágtar 'na ḃéal aige aċ an "b'ḟéidir" sin. Cá ḃfuil tráċt anois ar an nGile mear, cad d'imṫiġ ar ṁeirgiḃ maoiḋte Laoisiġ nár ṫángadar ċun cuain?

Á is claoiḋte an sgéal é. Agus mar ċomarta air sin, féaċ ċom lom noċt is atá an ċainnt. Níl ornáid ann, is ar éigin atá aidiaċt ann. Bíonn an ḟírinne searḃ, labrann an paisiún lom; agus is mar sin do ḟágaḋ Seán na bḟriotal mín, an ċeoil ṡnasṁair ṁilis i ndeire an tṡaoġail agus gaċ duine de Ċlanna Gaedeal mar aon leis, tíos fé ḃráca an ḃróin.

## 17: SÉ MO LAOĊ, MO ĠILE MEAR.

Bím-se buan ar buaiḋirt gaċ ló,
Ag caoi go duairc 's ag tuar na ndeor,
Mar scaoileaḋ uainn an buaċaill beo
Is ná ríoṁtar tuairisc uaiḋ, mo ḃrón!
  Is é mo laoċ, mo ġile mear!
  Is é mo Ṡaesar, gile mear!
  Ní ḃfuaras féin aon tsuan ar séan
  Ó ċuaiḋ i gcéin mo ġile mear.

Ní haoiḃinn cuaċ ba ṡuairc ar neoin,
Táid fíor-ċoin uaisle ar uataḋ spóirt,
Táid saoite is suaḋa i mbuaiḋirt 's i mbrón,
Ó scaoileaḋ uainn an buaċaill beo.
  Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Níor éiriġ Poébus féin ar cóir,
Ar ċaoṁ-ċneas ré, tá daol-ḃrat bróin,
Tá saoḃaḋ ar spéir is spéirling mór,
Ċun sléiḃe i gcéin mar d'éaluiġ an leoṁan
  Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Níl séis go suairc ar ċruaḋ-ċruit ċeoil,
Tá an éigse i ngruaim gan uaim 'na mbeol,
Táid béiṫe buan ar buaiḋirt gaċ ló
Ó ṫéarnuiġ uainn an buaċaill beo.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Marcaċ uasal, uaiḃreaċ, óg,
Gas gan gruaim is suairce snóḋ,
Glac is luaimneaċ luaṫ i ngleo,
Ag teascaḋ an tsluaiġ 's ag tuargan treon.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Is glas a ṡúil mear ṁúirneaċ ṁóḋaṁail,
Mar leagaḋ an druċta ar ċiuṁas an róis;
Tá Mars is Cúipid dlúiṫ i gcóir
I bpearsain úir 's i ngnúis mo stóir.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Is cas a ċúl 's is cúrsaċ cóir,
Is dlaṫaċ dlúiṫ 's is búclaċ borr,
Is feaċaċ fionn ar lonnraḋ an óir
Ó ḃaṫas úr go com mo stóir.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Is cosaṁail é le hAonġus óg,
Le Luġaiḋ mac Céin na mbéimeann mór,
Le Cúraoi árd mac Dáire an óir,
Taoiseaċ Éireannaċ tréan ar tóir.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Le Conall Cearnaċ ḃearnaḋ póirt,
Le Feargus fiúntaċ fionn mac Róiġ,
Le Concuḃar cáiḋ mac Náis na nós,
Taoiseaċ aoiḃinn Ċraoiḃe an ċeoil.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Ní ṁaoiḋfeaḋ féin cé hé mo stór,
Tá innsint scéil 'na ḋéiḋ go leor,
Aċ guiḋim ċun Aoin-Ṁic Dé na gcoṁaċt
Go dtí mo laoċ gan baoġal beo.
Is é mo laoċ, mo ġile mear ⁊c.

Aċ seinntear stáir ar ċláirsiġ ċeoil,
Is líontar táinte cárt ar bórd,
Le hintinn árd gan ċáim, gan ċeo
Ċun saoġail is sláinte d'ḟaġáil dom' leoṁan.
Is é mo laoċ, mo ġile mear!
Is é mo Ṡaésar, gile mear!
Mo ċruaḋtan féin, a luaḋ tré léan
Mar ċuaiḋ i gcéin mo ġile mear.

Seán Clárаċ mac Doṁnaill (1691-1754) do ḋein.
Méidreaċt (í — ua — ua — ó) 4.

## 18: ROSC CAṪA NA MUṀAN.

D' aiṫniġeas féin gan ḃréag ar ḟuaċt
'S ar anfaḋ Ṫétis taoḃ le cuan,
Ar ċanaḋ na n-éan go séiseaċ suairc,
Go gcasfaḋ mo Ṡaésar glé gan ġruaim.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁuṁain an fuaim
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na mbuaḋ
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraing go teann 'nár gceann ar cuaird.

Tá lasaḋ san ġréin gaċ lae go neoin;
Ní taise do'n ré, ní ṫéiḋeann fé neoill,
Tá barra na gcraoḃ ag déanaṁ sgeoil
Naċ fada beiḋ Gaeḋil i ngéiḃeann bróin.

Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain an ceol
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na dtreon
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraing go teann 'nár gceann fé ṡeol.

Tá Aoiḃeall ar mire agus Áine óg,
Agus Clíoḋna an ḃruinneal is áilne snóḋ,
Táid mílte 'gus tuille de'n táin seo fós
D'á ṡuiḋeaṁ le buile go dtáinig an leoṁan.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain an ceol
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na dtreon
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraing anall 'nár gceann fé ṡeol.

Is annaṁ ḋom maidin ar aṁarc an Laoi
Ná bainim ċun reaṫa go fairrge síos
Mo ḋearca do leaṫaḋ ag faire do ṡíor
Ar ḃarcaiḃ an ḟaraire ag gearraḋ na sliġe.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain 's gur binn
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na rí
Torann na long ag scoltaḋ na dtonn
Ag tarraing go teann 'nár gceann gan ṁoill.

Gaċ duine d'ḟuil Ṁíleaḋ ḃáin na gcréaċt,
Curaí na Traoi mear láidir éaċt,
Do milleaḋ le dliġe 's do cráḋaḋ le claon,
Cuireaḋ gan ṁoill an báire i séin.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain i gcéin
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na dtréan
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraing go teann 'nár gceann le faoḃar.

Piaras Mac Gearailt (1700-1792) do ḋein.
Méidreaċt (a — é — é — ua) 4.

## 19: FÉ ṀEIRGIḃ MAOIḋTE LAOISIĠ ṀÓIR.

Ag taisteal dom trí na críoċ' ar cuairt
Ó Ċaiseal na Rí go Laoi na scuab,
'S i mBarraċaiḃ aoiḃne taoiḃ le cuan
Is fearaḋ go ḃfuaras sgéala:—
Go raḃadar mílte taoiseaċ sluaġ
D'arad-fuil Gaoiḋil na loingseaċ luaṫ
'S a leaḃar-ḃairc líonta ḋíoḃ ar luaḋail
'S a mbrataċa ar luasgaḋ i n-éinfeaċt,
Fé ṁeirgiḃ maoiḋte Laoisiġ ṁóir,
Ar leirg na gaoiṫe 's an taoiḋe leo,
Le feirg ag tíġeaċt 's le fioċ na leoṁan
Do ḋío-ċur Ṡeoin
As críoċaiḃ Eoġain,
Go dtugaid airís an Rí don ċoróin
'S a ḃfearann ceart d'uaisliḃ Éiḃir.

Do ḋearḃ gur fíor an ní seo luaḋaḋ
Do tarngair naoiṁ ár dtíre uair,
An teascaḋ so tíġeaċt gan ṁoill anuas
Ar aṫaċaiḃ tuaṫa an Ḃéarla.
I gceannas ár gcríoċ cioḋ ḃíd gan ḃuairt,
I gcarrḃas síor, i bpoimp 's i n-uaḃar,
Is flaṫa na nGaoiḋeal, mo ḋíṫ! go fuar
Fé tarcuisne ag cuaine an éirliġ;
Ó noċtaḋ an claiḋeaṁ le Laoiseaċ mór
Pilip 's a ḃuiḋean na gcraoiseaċ gcóir,
Ní ionann is roiṁe seo, líonfaid tóir
Tríd an treoir
Ar an mbuiḋin seo Ṡeoin,
Ar tonnaiḃ na nḋíleann dtaoidṁear dtreon
Le na dtiocfaiḋ d'ár ḃfuascla Saésar.

Nuair cloisfear na saoiṫe ag tiġeaċt ċun cuain
Go gaisceaṁail gníoṁaċ cíocraċ cruaiḋ,
Le bascaḋ na buiḋne bíos do'm ḃuairt
Is do'm ċartaḋ le cruaḋ-smaċt éigin,
Go ngabaid an tír i bḟíoġair na sluaġ
Na ceapa gan sgaoileaḋ ar ṁaoilinn, uair,
Lasfar na teinte, seinnfear suas
Na caismearta guaise géar-ċat:
Druideaḋ gaċ groiḋe-ḟear gníoṁaċ leo
Is tigeaḋ go líonṁar líoṁṫa i gcóir
Fé ċiuṁasaiḃ gaċ tíre bíos fé ċeo
Tríd naċ beo
Sinn dár ndóiġ,
Go mbristear a ċroiḋe 'na ċlí fé dó
Gaċ duine ná gluaisfeaḋ d'aon-toirt.

Seán Cláraċ mac Doṁnaill (1691-1754) do ḋein

Méidreaċt (— a — — í — í —ua) 3.
— a — — ua — é — 2.
(— e — — í — í — ó) 3.
(— í — ó) 2.
— u — — í — í — ó
— a — — ua — é.

## 20: An bonnaire fiaḋ-ṗuic fáin.

Is é do leonuiġ mo ċumas
An bonnaire fiaḋ-ṗuic fáin,
Do léim tar teorainn do ṫurraic
Lé'r milleaḋ le cian an máḋ;
Faol-ċoin fóirnirt le fuinneaṁ
Ċuir briseaḋ air ó triall a ġnáis;
D'éimiġ sé coṁrac gan misneaċ
Is d'imṫiġ ó rian a náṁad.

Atá mo ċóraid gan fuiċin
 'S mo ċuingir gan féar gan fás;
Atá anṡóġ ar mo ṁuirear
 Is a n-uillinn gan éadaċ slán;
Atá an tóir ar mo ṁullaċ
 Go minic ó tiġearna an stáit;
Atá mo ḃróga-sa briste
 Is gan pingin d'á ḃfiaċa im láiṁ.

Is léir i ngleo-ċnuic gur tuiteadar
 Siollairí tréana ar lár,
'S gur tréig sinn mór-ċuid deaġ-ċumainn,
 Misneaċ, is caoṁna, is grád;
D'féidir fós le Rí Neiṁe
 Go dtiocfad an laoċ tar sáil',
Do réidfeaḋ Fódla go huile
 Ó turcaċaiḃ daora an áir.

Seán Claraċ mac Doṁnaill (1691-1754) do ḋein

Méidreaċt (— é — ó — — i —, — i — — i — — á) 4.

## Caibideal V.

## Tiġearnaí Talṁan agus a Luċt Leanaṁna.

An aindeise agus an anró, an tóir agus an tarcuisne d'ḟuilig na Gaeḋil taréis an Fiaḋ-ṗoc d'imṫeaċt le fán, sin fé ndeár gur caoineaḋ ċoṁ géar san na Stíoḃaird i gcéin agus gur guiḋeaḋ ċoṁ dúṫraċtaċ san go bfillidís. Má's amaideaċ linn indiu a n-aislingí bréige agus má's do-ċreidte linn a ndóċas árd, cuiṁnigmís ná raiḃ ionta go ró-ṁinic aċ "slíġe ar éalóḋ ó ṫíoránṫaċt an tsaoġail," ó smaointe duairce a n-aigne. Léireoċaiḋ na haṁráin seo im ḋiaiḋ cuid den tsaoġal san.

Ċímíd ar dtúis na filí ar mearḃall taréis claoċló an tsaoġail do ċleaċtaidís. "Ceist agam ort, a Ċúirt na Féile" arsa Séamus mac Cuarta i gConndae Luġṁaiġ, "cár ġaiḃ m'ḟáilte?"; agus ní foláir nó ḃí an ċeist ċéadna i mbéal gaċ file do ċonnaic briseaḋ na Bóinne agus teaċt nua-ċruiṫ saoġail ar Ḟóḋla. Doiċeall agus an doras dúnta i ngaċ áit d'ḟiosruiġdís, gan foscaḋ ná fotain dóiḃ, gan féile ná fáilte rómpa i n-aon nead Gaeḋil ná Gaill. Is beag an t-iongna ansan go gcaoinidís imṫeaċt na Stíoḃard agus deire

na réime a ḃíoḋ ann agus iad i gcoróinn. Taisbeánann Aoḋagán ó Raṫaille an réim sin beo fós i gCaisleán an Tóċair, aċ bíoḋ gur gleoite é an t-aṁrán agus gur súġaċ an file, cé hé ná motóċaiḋ an ṗian i gcroiḋe an ḟir féin nuair duḃairt sé

Do ṁeasas im aigne is fós im ċroiḋe
An marḃ ba ṁarḃ gur beo do ḃí.

Agus fé mar d'imṫiġ na seana-ṫiġearnaí go raiḃ caiṫeaṁ éigin acu i ndiaiḋ an tseana-ṡaoġail, ċuaiḋ an sgéal i ndonaċt. Ċlaoiḋ an doiċeall ar fad leis an ndream nua. Ṫuig Aoḋagán é sin go géar nuair ṫug sé cuaird ar an dtiġearna nua talṁan ag iarraiḋ atċuinge éigin air agus ná fuair sé aċ "eiteaċ agus lán-diúltaḋ." Ar imṫeaċt ṫar táirsiġ amaċ dó, ċuiṁniġ sé go brónaċ ar scaipeaḋ na gCárrṫaċ, ar Ċaiseal, Ealla, agus Dairinis gan Iarla, ar an ḃfiaċ iasaċta i nDaingean-Ċoill Rúis; agus "an ciaċ diaċraċ fé na ṡeana-ċroiḋe dúr," frasa na ndeor 'na ṡeana-rosc liaṫ, do ḃain sé smúit an tiġe ṁóir sin d'á ḃróġaiḃ. Ní ḟreastalóċaḋ sé tiġearna a ṫuille.

Ní diúltaḋ i nam gáḃatair an ní is seirḃe d'ḟuiliġ na Gaeḋil. Ḃí tiġearnaí de ṡaṁail Dauson i ngaċ áit; mar ní i "n-Eaṫarla fosaiġ aṁáin do ceangalaḋ an gorta de'n ṗobal." Níor ċine ṁeatta riaṁ í an ċine Gaeḋeal agus níor ḃéas leo sgéal do ḋéanaṁ d'á mbrón; aċ uaireannta do sáruiġṫi ar a gcuid foiḋne. Noċtann Séan Cláraċ dúinn

cuid de'n anró do-ḟuiligṫe sin le nar céasaḋ iad de ló is d'oiḋċe. Ċímíd 'na aṁrán an Tiġ Mór—solas-ḃruġ ceann-árd Ḃriain; do b'órnáid don tír seo tráṫ é, "anois tá an doras go daingean is an doiċeall istiġ fá iaḋaḋ." Ċímíd an "gaisgiḋeaċ" gur leis é; ní i gcogaḋ ná i gcaṫ áṁṫaċ do b'ḟollas a ġaisge aċ ag creaċaḋ is ag croċaḋ na mboċtán riaṁ. Ċímíd na boċtáin féin; "dá dtarraingidís brosna nó scolb nó scaṫán fiar 'na ċoill, ḃainfeaḋ sé na sroṫanna fola as a slinneáin siar." Má aoireaḋ é san aṁrán is niṁniġe sa teangain, cárḃ iongna é? Agus cárḃ iongna é dá nguiḋidís na boċtáin sin gaċ madra fola á leanaṁaint fé'n gcriaid agus gaċ deaṁan i nIfreann á loscaḋ do ṡíor? Cad eile ḃí fágṫa acu aċ an liú áṫais do ṫógaint nuair do ċuaiḋ an corp fé'n ḃfód, agus corp gaċ naṁad eile:—

Do b'ḟearrde mise is gaċ duine atá ag fulang pian Gall
An bás d'á sciobaḋ tá tuille agus fiċe bliain ann.

Aċ d'imṫiġ san agus ṫáinig réim níos séiṁe, a ḃuiḋe san le Dia agus leis na Gaeḋil do ċuir le céile 'na coinniḃ. Agus cé gur lean tiġearnaí agus báillí de'n tseana-ċéird ag creaċaḋ is ag tógaint seilḃe, féaċ gur lag í a gcoṁaċt i gcomparáid le coṁaċt tiġearnaí mar Dauson agus gur i laige do ḃí sí ag dul i naġaiḋ an lae. Do ġlac na filí a ṁalairt de ṁoḋ ċuca ċoṁ maiṫ agus i nionad "sailm

gan doċma gan díomḃáiḋ" do ċur i nDiaiḋ an naṁad go hIfreann, is le molaḋ nár tuilleaḋ, le magaḋ, le greann do ċráḋaiḋís an croiḋe sa tiġearna agus 'na luċt leanaṁna. Féaċ Eoġan Cóir. Ḃáille do b'eaḋ é. Mar ġeall ar na héagcórta gan áireaṁ do ḋein sé, tug an file an leas-ainm magaiḋ air; agus tá an aoir go léir ar aon dul grinn leis an leas-ainm.

> Tá an saiḋḃir 's an daiḋḃir ag guiḋe air
> Mar ġeall ar a ċroiḋe ṁait ṁór.

Naċ féidir linn agaiḋ na mboċtán do scriosaḋ sé, d'feiscint ar lasaḋ le greann an aṁráin, na scarta gáiriḋe do ḋeineadar agus an "Amen" solaṁanta a ṫáinig uata nuair dubairt an file

> Do réir mar do ḃí sé do ḋaoine,
> Gurab aṁlaiḋ ḃéas Críosta ḋó.

Do ḃí ar Seán Cláraċ teiċeaḋ le na anam nuair do leat "Dauson Liat" ar fuaid na dúiṫċe aċ cad do ḃeaḋ ar ċumas Eoġain ḃoiċt a ḋéanaṁ dá gcantaí an t-aṁrán so suas le na ḃéal—agus is é is dóiċiġe ná gur canaḋ.

Féaċaimís anois ar na duanta so ó taoḃ ealaḋan a nDéanta. Tá lán-ċúrsa filíoċta ionta má ċuirimid ċun a dtuisgint i gceart. Dá ġiota le hAoḋagán atá ar tosaċ aċ cad é an deifríoċt atá eadarta maidir le ceardḋuíoċt is le móḋ. Iarraċt ġleoite atá sa ċéad ċeann.

cainnt ṡoilḃir ġlé, smaoineaṁ úr aibiḋ, deilḃ ḟoirḃte; is léir go ḃfuil máiġistreaċt ar a ċéird ag an ḃfile. Tá an oiread snasa ar an aṁrán agus atá ar ċumas aon ḟile do ċur air aċ sa deire ní corruiġtear go mór sinn. Cad tá i neasnaṁ air mar sin? É ḃeit sa "*minor mode*" ar fad b'ḟéidir. Óg-ḟear a sgríoḃ é nuair ḃí foirḃteaċt deilḃe na filíoċta á cleaċtaḋ aige aċ gan an fraoċ fileata ḃeit air a ṡáruiġeann riaġlaċa na scol. Sgríoḃann an t-óg-ḟear so an ḟilíoċt mar is toil leis í scríoḃaḋ, níl an lá buailte fós nuair a sgríoḃfaiḋ sé í i naindeoin a tola mar adéarfá. Ċímíd san sa dara ceann. Ní toil ná pléisiúr ná caiteaṁ aimsire a sprioċ Aoḋagán ċun "Ḃailintín Ḃrún" do ċumaḋ aċ an ṗian ḃeit ró-ġéar, an croiḋe ḃeit ró-lán ċun ná faiġeaḋ sé faoiseaṁ ná fuascailt aċ sa ḃfilíoċt. Tá an file ar bárr a ċoṁaċta nuair is mór-ḟilíoċt a urlaḃra féin. Ceapfar b'ḟéidir gur scáinte do-ċeangailte atá smaointe Aoḋagáin san aṁrán so, gur diaṁair do-tuigse mar ḟilíoċt é; aċ is aṁlaiḋ atá sé ró-teasaiḋe fé ċuing an ṗaisiúin ċun an smaoineaṁ iomlán do ḃreacaḋ síos, tá sé ró-ṡuaiṫte fé líon na n-íoṁáġa a léimeann ċun a ċuiṁniġte ċun foiḋne do ġlacaḋ. Is leor leis an leat-ḟocal. Sroiseann gaċ file mór-intleaċta an staid san agus é i n-árd a ċoṁaċta. Ṡrois *Shakespeare* é agus *Browning* agus ṡrois Aoḋagán é sna haṁráin do ċúm sé um ḋeire a tréiṁse.

Tá a ṁalairt de spéis ag baint leis an tríoṁaḋ is an ceatrú aṁrán anso, nuair a

ċímíd beirt file i dtaoiḃ leis an aḋḃar ċéadna. Do curtí "Fé lár na lice seo." i leiṫ Aoḋagáin aċ ní cosṁail gurab é do ḋein. Níl a ḃlas ná a urlaḃra le faġáil i n-oireaḋ is aon líne aṁáin de. Cainnt ṁaorḋa uasal a ḃíonn aige de ṡíor, ní ḃfaiġeaḋ sé ann im ṫuairm aon ġiota do scríoḃaḋ ċoṁ coṁgaraċ do'n ṗrós is atá "an bás d'á sciobaḋ tá tuille is fiċe bliain ann" ná "gur marḃ é féin mar aon idir anam is corp." Ná ní ṫugaimíd aire 'na ṡaoṫar do'n ṁéidreaċt, táimíd ċoṁ mór san fé ċuing aige ar neiṫe níos bunúsaiġe. Aċ ins an iarraċt so ní féidir gan cuiṁneaṁ ar an méidreaċt tá na buillí aiceannta ċoṁ trom san. Tréiṫe an ṗróis is mó atá anso, prós maiṫ ceangailte de ṁéidreaċt; ní ṡroiseann an file an árd ḟilíoċt aċ i gcorr-áit. Is soiléire a ṫuigfimíd an ní sin aċ "Ḃás Dauson" do scrúdú. Féaċ i dtosaċ a aṁráin atá an smaoineaṁ céadna ag gaċ file aċ "coingiḃ go lom fé't ḃonn, a ġairḃ-leac ṁór" arsa duine, "taisgiḋiḋ, a ċloċa, fé ċoigilt i gcoimeád criaiḋ" ars' an duine eile. Moṫuiġimíd láiṫreaċ cá ḃfuil fíor-aiceann an ṁór-ḟile, agus leanann Seán Cláraċ de'n árd-réim sin sna ḃéarsaí atá fé ċló anso. Agus ní haṁáin sa ċainnt atá an ḃun-deifríoċt aċ sna híoṁáġta, sa ṗictiúraċt, i dtoġa na smaointe agus na dtagraí ċoṁ maiṫ. Cainnt niṁneaċ ṗaisiúnta tar fóir atá aige tríd síos aċ is fíor-ḟile a ṁúnluiġ gaċ focal di agus nár ṫréig a urlaḃra fileata i naon áit. Rud eile níor ḋein sé asṁuċán garḃ de'n ṗaisiún do

ghaibh é mar thuig sé nach filíocht focail fheargacha. Dubhart "na béarsaí atá fé chló anso" mar curtar aon cheann déag 'na leith i leabhar an Athar P. Ó Duinnín. Dá mb'é Seán a dhein iad go léir—rud is do-chreidte mar tá na seacht gcinn eile ar a mhalairt de dheilbh, de chainnt is de mhódh—ní foláir nó theip ar an árd-réim thosaigh aige, agus gur thuit sé san iomar do shéan sé ar dtúis. Má's áil leis an mac léighinn iad do léigheadh, chífidh sé go soiléir mar adubhart, nach filíocht focail fheargacha agus nach aoir nimhneach callaireacht sráide.

I nEoghan Cóir tá an aoir ar mhódh eile. Gheibhimíd greann i n-ionad feirge, magadh i n-ionad dáiríre agus dá mba file chomh mór le Seán Clárach an Bairéadach, ba inspéise an ní é féachaint cioca is treise i gcúrsaí litríochta an cleath-ailpín nó an rápier, cioca is nimhnighe leis an ndaoine an aoir annsrianta a spriocann chun clampair agus buillí fuilteacha nó an aoir a "chlúduigheann an cime le mil" agus a fhágann lom é gan cosaint cóir.

## 21: An File i gCaisleán an Tóchair.

Do shiubhluigh mise an Mhumhain mhín
'S ó chúinne an Doire go Dún na Rí;
Mo chumha níor briseadh cé'r shúghach sinn
    Go feicsint bruigh Thaidhg an Dúna.

Do mheasas im aigne is fós im chroidhe
An marbh ba mharbh gur beo do bhí,
Ag carbhus macra feoil is fíon,
    Punch d'á chaitheamh is brannda.

Feoil de ḃearaiḃ is éanlaiṫ ó'n dtuinn,
Ceolta, is cantain, is craos na diġe,
Rósta blasta, agus céir gan teiṁeal,
Conairt is gaḋair is aṁstraċ.

Drong ag imṫeaċt, is drong ag tiġeaċt,
Is drong ag racaireaċt dúinn go binn,
Drong ar spallmaiḃ úra ag suiḋe
'S ag leaġaḋ na ḃflaiteas go ceannsa.

Nó go ḃfuaras sanas ó aon de'n ċúirt
Gurab é *Warner* ceannasaċ séiṁ glan súġaċ
Do ḃí san mbaile ġeal aosta ċlúṁail,
Flaiṫ nár ḃ' ḟann roiṁ ḋeoruiḋe.

Sé Dia do ċruṫuiġ an saoġal slán
Is ṫug fial i n-ionad an ḟéil fuair bás,
Ag riar ar ṁuirear, ar ċléir, ar ḋáiṁ
Curaḋ naċ fallsa, mór-ċroiḋe.

Aoḋagán ó Raṫaille (1680-1730?) do ḋein
Méidreaċt (— ú — i — ú — í) 3.
(— i — ai — ú —).

## 22: Ḃailintín Brún.

Do leaṫnuiġ an ciaċ diacraċ fá m'ṡeana-ċroiḋe dúr
Ar dtaisteal na ndiaḃal iasaċta i ḃfearann Ċuinn ċuġainn;
Scamall ar ġriain iarṫair d'ár ċeartas ríoġaċt Muṁan
Fá ndeara ḋam triall riaṁ ort, a Ḃailintín Brún.

Caiseal gan ċliar, fial-teaċ, ná marcraiḋe ar
 dtúis,
Is beanna-ḃruiġ Ḃriain ciar-ṫuilte' ṁadraiḋiḃ
 úisc,
Ealla gan triair triaiṫe de ṁacaiḃ ríoġ Ṁuṁan
Fá ndeara ḋam triall riaṁ ort, a Ḃailintín
 Ḃrún.

D'aistriġ fiaḋ an fial-ċruiṫ do ċleaċtaḋ sí
 ar dtúis,
Ó neaduiġ an fiaċ iasaċta i ndaingean-ċoill
 Rúis,
Seaċnaid iasc grian-tsruiṫ is caise caoin
 ciúin,
Fá ndeara ḋam triall riaṁ ort, a Ḃailintín
 Ḃrún.

Dairinis tiar, iarla ní'l aici 'en ċloinn úir,
I Ṅamburg, mo ċiaċ! Iarla na seaḃac síoḋaċ
 suḃaċ;
Seana-rosc liaṫ ag dian-ġol fé ċeaċtar ḋíoḃ
 súd
Fá ndeara ḋam triall riaṁ ort, a Ḃailintín
 Ḃrún.

Aoḋagán ó Raṫaille (1680-1730?) do ḋein

Méidreaċt (— a — — í í — — a — í ú) 4.

## 23: FAOI LÁR NA LICE SEO.

Faoi lár na lice seo curṫa tá an ollaṗiast reaṁar
Do ċráiḋ le dliġṫiḃ an ḟuireann ba ṁinic riaṁ teann;
Do b'ḟeárrde mise is gaċ duine atá ag fulang pian Gall
An bás d'á sciobaḋ tá tuille agus fiċe bliain ann.

Coinġiḃ go lom fát' ḃonn, a ġairḃ-leac ṁór,
An mursaire fallsa do ṁeaḃruiġ gangaid is gó
Le dliġṫiḃ na nGall ṫug scannraḋ ar Ḃanba is tóir,
As go ḃfeiceam an t-am ḃeiḋ fá'n saṁail seo a maireann d'á ṗór.

An marḃ so féaċ, mo léan, nár smaċtuiġ a ṫoil;
Is mairg do ṫréig Mac Dé is mar Ṗeadar nár ġoil;
A ṁarḃ ní héaċt, 's an méid nár ṁairb, ní boċt;
Aċt gur marḃ é féin mar aon idir anam is corp.

Is iomḋa marḃ do ṁairḃ an marḃ so fút-sa, a líog!
Is mairg do'n ṁarḃ so ṁairfeaḋ le rún a ċroiḋe;
Marḃ do ṁairḃ na mairḃ 's nár ionntuiġ sliġe,
'S is marḃ é an marḃ so i nAcheron súiġte síos.

Ní cinnte cé dein

Méidreaċt (— á — i — — i — — i — — au) 4.

## 24: AR ḃÁS ḊAUSON.

Taisciġiḋ, a ċloċa, fá ċoigilt i gcoimeád ċriaiḋ
An feallaire fola is an stollaire Dauson liaṫ;
A ġaisge níor ḃfollus i gcogaḋ ná i gcaṫ lá ġliaġ
Aċ ag creaċaḋ 's ag croċaḋ 's ag coscairt na mboċtán riaṁ.

Do ḃ'ḟairsing a ċostas i solus-ḃruġ ceannárd Ḃriain,
Ba ḋaingean a ḋoras 's a ḋoiċeall istiġ fá iaḋaḋ,
I nEaṫarla ḟosaiġ, i n-oscail idir ḋá ṡliaḃ,
Gur ċeangail an gorta don pobal d'á gcur fá riaġail.

A ġeata níor oscail le hosna na ndonán ndian;
Níor ḟreagair a ngolairt, is d'á gcolainn níor ḟreastáil biaḋ;
Dá dtarraingid brosna nó scolb nó scaṫán fiar
Do ḃainfeaḋ na sroṫanna fola as a slinneáin siar.

Mo ṡailm-se ar sodar gan doċma gan díombáiḋ id ḋiaiḋ,
Do leacaiḃ dod' loscaḋ ag Cocitus ag síor-ḟaġáil pian,
Gaċ madra fola ó Ċorcaiġ go Baile Áṫa Cliaṫ
Go leanaid go hobann do lorg-sa, a ċorp, fá ċriaiḋ.

Seán Clárac mac Domnaill (1691-1754) do ḋein

Méidreaċt (— a — — o — — o — — — á í) 4.

## 25: EOĠAN CÓIR.

Nać é seo an sgéal deacrać sa tír seo,
  Anacair croiḋe agus brón,
Ó ḟágas tú Cnocán na Líne
  Go dtéiḋ tú go dtí an Fál Mór;
A leiṫéid de screadaiġ nó ċaoineaḋ
  Níor ċuala tú ariaṁ go fóill,
Ciḋ nać ḃfuil againn ann iongna
  Ó cailleaḋ, fairíor, Eoġan Cóir.

Ḃí gnaoi agus gean ag gać n-aon air,
  An sean-duine críon is an t-óg
Ḃí an saiḋḃir 's an daiḋḃir i ngráḋ leis
  Mar ġeall ar a ċroiḋe ṁaiṫ ṁór;
Le toġa agus roġa na tíre
  Do ċaiṫeaḋ sé píosaí óir
Is le duine boćt eile níor spíd leis
  Buidéal ó'n síbín d'ól.

Tá Aindrias ó Gaḃáin ag caoineaḋ
  'S ní ḃeiḋ Seán ó Baoiġill i ḃfad beo;
Ó cailleaḋ a gcaraid sa tír seo,
  Is duḃ atá a gcroiḋe le brón.
Ba ṡoilḃ ag tógáil an ċíosa é
  Is ba ḃeag aige mí nó ḋó,
Nó go ndíoltaí an ḃó ar an aonać,
  Nó an giota do ḃí insan tseol.

Tá a haon is a seaćt ina líne
  Is a hoćt do ċur síos faoi ḋó
Ó ġlac seisean cead le na daoine
  'S níor labair sé gíog níos mó.

Tá sé i dtús is i ndeireadh na scríbhinn
  Gur talamh is críoch gach beo;
'S an faid mhairfimíd beo ar an saoghal so
  Ní miste dúinn braon beag d'ól.

Bréag atá siadsan ag déanamh—
  Níor cailleadh an fear groidhe go fóill;
Ach chuaidh sé ar cuaird chun a ghaolta
  Go bhfeiceadh sé an ríoghacht is mó.
Má thigeann sé ar ais chun an tsaoghail seo
  Ní thiomáinfidh sé choidhche aon bhó
'S do réir mar do bhí sé do dhaoine
  Gurab amhlaidh bhéas Críosta dhó.

Riocard Baréad (1740-1819) do dhein.

Méidreacht (— é — — a — — í —, a — — í — — ó) 4.

## Caibideal VI.

# Aislingí Eoġain Ruaiḋ.

Boṫán boċt suaraċ ar ṫaoḃ sléiḃe de'n tsaġas go gcuireann Brian Merriman síos air; scata mór Gaeḋeal istiġ ann cois teine ṁóna, iad féiṫ-singil croiḋe-ḃrúiġte ó scláḃuíoċt an lae, rian an ġorta agus na hainḋeise ar gaċ aġaiḋ. Is iongantaċ an sgéal é go n-éistfeaḋ a leiṫéid de ṗobal i na leiṫéid d'áit le canaḋ filíoċta (aċ aṁáin le haoir mar Dauson liaṫ). Aċ go gcuirfidís suim i naislingí, go ḃfaiġidís blas ar filíoċt ċoṁ soillseaċ aereaċ, ċoṁ haibiḋ dóċasaċ san, sí an ṁíorúilt ṡaoġalta í. Mar sin féin, d'á leiṫéid de ṗobal is eaḋ a ċanaḋ Eoġan Ruaḋ a ċuid aislingí agus is uaiḋ a ġeiḃeaḋ sé éisteaċt, clú, agus buan-ċuiṁne.

Is féidir féaċaint ar an Aisling ó ḋá ṫaoiḃ do réir mar is mó a ḃeireann an paisiún nó an ċeardúíoċt an buaḋ inti. Uaireannta is úirlis í a ġnóṫuiġeann an file ċun a smaointe do ċur i gcainnt agus ċun dóċas agus meanma do ṁúscailt i gcroiḋṫiḃ atá claoiḋte. "Mo léan le luaḋ" atá mar ṡampla anso de'n tréiṫ sin. Uaireannta eile agus níl inti aċ fuirm le casaḋ agus le maisiú ċun a ċumas ar ċainnt agus ar ċeol do noċtaḋ, mar atá

"Ceo Draoiḋeaċta" agus "Im Aonar Seal." San dá iarraċt so sí an ċeardaíoċt atá i n-uaċtar agus cad é mar ċeardaíoċt í!

Soluíd ana-ḟíor do ṫárla do Ḋoṁnall ó Corcora nuair a ḋein sé comparáid iḋir fuirm na hAislinge mar do ċleaċtaḋ an file Gaeḋleaċ í agus fuirm an Ṁadonna i láṁaiḃ an ṗéintéara Iodálaiġ. Ní hé a ṫeastuiġeaḋ ó aon dream acu scaraṁaint leis an ngnáṫ-ḟuirm; sárú a ċéile sa ċeardaíoċt sin é a iarraidís. I "Ceo Draoiḋeaċta," ġeiḃmíd sampla de'n ġnáṫ-ḟeaḃas a ġnóṫuiġeaḋ Eoġan Ruaḋ. Ġeiḃmíd ann simplíoċt cainnte 'na ḃunaḃas aċ leis sin greantaċt focal agus draoiḋeaċt ceoil mar ḃuaḋ. Dála *Keats*, an file Sasanaċ, "*he loved to load every rift with ore.*" Ċuirfinn mar ṡár-ḋeismireaċt de'n tréiṫ sin an Caol-Doire:—"I gcaol-doire ċraoḃ-ċluṫṁar néaṁ-ḋuilleaċ ḃíos"; aċ níl aṁrán d'ár ċúm sé, gan a ḃeag nó a ṁór de. Ba ḋóiġ leat air ná bíoḋ sé sásta coiḋċe go dtí go mbíoḋ an t-iomlán lán-ráiḋte aige, an pictiúr iol-daiṫte, an deor deireannaċ d'ḟíon na filíoċta curṫa i dtaisge aige; agus go raiḃ an aisling sin ċoṁ saoṫruiġṫe sin aige gur ṡáruiġ sé féiṫ na filíoċta ann, agus go raiḃ a ḋeire ráiḋte. Aċ ní mar sin do ḃíoḋ. Ṫosnuiġeaḋ sé ceann eile agus ansan ceann eile agus, stad níor ḋein sé go dtí gur ḟág sé naoi gcinn déag díoḃ 'na ḋiaiḋ. Mar ċoṁarṫa ar a ċoṁaċt ar ċeardaíoċt focal, scrúduiġ sna haislingí sin an cursíos a ḋeineann sé ar Ḋeirdre cuirim i gcás, nó an "conceit" i

dtaoḃ an ċaor agus an lil i gcoiṁeascar ar leacain na mná agus ġeoḃair an nuaḋaċt ann i gcoṁnuiḋe. Níor ṫeip an tsaṁluíoċt riaṁ ar an gcearduiḋe; agus na daoine a ċáineann a ċuid filíoċta, ní ṫuigid cad is cearduíoċt ann. Seoduiḋe, draoi, file na ḃfilí—sin do ḃí i nEoġan an ḃéil ḃinn.

Féaċaimís anois ar a ṡaoṫar ó ṫaoiḃ an ċeoil, "Im aonar seal" mar ṡampla. Tá deilḃ ana-ċoitċeanta sa ṁéidreaċt a ṫéiġeann mar seo "do riarfainn sgeol dom' ċoṁursain ar aon rud" (— í — ó — ó — é —); agus moltar go hárd Donnċaḋ Ruaḋ agus Brian Merriman an feiḋm do ḃaineadar aisti i ndúantaiḃ fada. Aċ ba ró-ṡimplí do Eoġan Ruaḋ an deilḃ sin. Níor ḃ'foláir leis í ḋúbailt agus i nionad aon-ġuṫ ag déanaṁ uaime le h-aon-ġuṫ eile, caiṫfiḋ sé dá ġuṫ do ġnóṫú. Mar s'í deilḃ an aṁráin seo ná —(é — a) — (ú í) — (ú í) — (é — ó). Agus ní i naon líne aṁáin atá sí aṁlaiḋ aċ i ngaċ líne agus i ngaċ ḃéarsa de'n aṁrán go léir. Féaċ ansan cionnus mar do ṡaoṫruiġ sé an ċainnt agus é fé ċuing ag méidreaċt ċoṁ deacair. Ḃfuil aon ċosc uirṫi, aon ḃac ar riṫ na ḃfocal, aon tsnaiḋm doċt ċruaiḋ sa ċéill, aon ċasaḋ áifeiseaċ sa ġramadaiġ? Ḃfuil aon ḃriġ sa ċáineaḋ a cloistear ċoṁ minic sin i dtaoḃ a ċuid filíoċta—go ḃfuil "an ceol fé ṡeol agus an ċiall ar ceal"? A ṁalairt atá ann. Riṫeann an ċainnt mar do riṫfeaḋ aḃa doiṁin leaṫan agus tá an ċiall ċoṁ glan glé le criostal. Féaċ airís an ġuṫuíoċt do ṫoiġ sé é, ú, í, ó, an ġuṫuíoċt is ceolṁaire

dá ḃfuil ann, “é” caointeaċ, “ú” bog láidir, “í” bog binn, “ó” dána. Agus fós níl iomláine an sgéil agat mar ní haṁáin gur dréaċt le léiġeaḋ é seo aċ is aṁrán le ráḋ é ċoṁ maiṫ; agus ní minic a deintear an dá ní sin ar ḟeaḃas i naon teangain. Mar sin go dtí go gcloisfir an ċainnt ċeolṁar so fiġte leis an bport binn solaṁanta a ġaḃann léi, go dtí sin ní noċtfar duit buaḋ na cainnte, buaḋ an ċeoil agus buaḋ na ceard uioċta do ḃí ag Eoġan file.

An paisiún is mó atá ag laḃairt amaċ i “Mo léan le luaḋ.” Ní ṡaoṫruiġeann an file aon ċeol bog ciúin anso, aon ċainnt aoiḃinn draoiḋeaċtúil. I na n-ionad san tá caise focal ag riṫ óna ḃéal, tá méidreaċt ġearr ṫapaiḋ ag léimriġ agus ag aṫrú ó ċeaṫraṁain go ċéile. Mire agus síor-ċasaḋ sa ṁéidreaċt, fraoċ agus sár-ḟuinneaṁ sa ċainnt sin é an nóta a ġeiḃmíd uaiḋ anois. Ní raiḃ riaṁ an ċainnt ċoṁ niṁneaċ fraoċta aige agus atá anso. Cé ċeapfaḋ gur ón ḃfile ċéadna a cloisfí draoiḋeaċt an ċiúinis mar atá i “Im aonar seal” agus niṁ an ṗaisiúin mar atá anso. Aċ b'ḟéidir go noċtann aon abairt aṁáin an ċúis dúinn—“ní féar do ḃuain ar ṫeascannaiḃ.” Tá Eoġan spailpín ag laḃairt a ċroiḋe amaċ anso tré ḃéal Eoġain file. Seo é an spealadóir ar ṫeascannaiḃ, allus ar a éadan, cráḋ 'na ċroiḋe. Seo ar gaċ taoḃ de “planndaí eile de'n Ġaeḋeal-ḟuil ċalma” ar ṫeascannaiḃ ċoṁ maiṫ, siúd ṫall na máiġistrí, an “cam-sprot claon do ṡealḃuiġ a saor-ḃailte stáit.” Agus nuair a ḋíriġeann

sé a ḋrom ag tógaint sosa, seo ċuige an maor á loċtú. San nóimeat sin, saṁluiġtear dom go dtáinig an t-aṁrán ċuige ag bruġaḋ deora as a ṡúiliḃ, ag cur toċta ar a ċroiḋe. Agus do réir mar do ṫuit an féar 'na sraṫannaiḃ 'na ṫimċeall fé ḃuillí fiaḋaine na speile, do scéiḋ an ḟilíoċt óna inċinn 'na ċaisíḃ fíoċṁara niṁneaċa.

Beiḋ gearraḋ cloiḋṁte is scaipeaḋ truip is
  tréan-treascairt náṁad
Ar gaċ ailp acu do ċleaċtaḋ punch is
  féasta san ṗáis,
Do b'aite sult na reaṁar-ṗoc
Ag cneaḋ 's ag criṫ le heagla
Ná an reacaireaċt so ċeapadar
A' féar-leagaḋ ar ṗáġ.

Tugann an file léargus eile dúinn ar a ṡaoġal i "I Sacsaiḃ na Séad." Saġas Apologia Mea atá ann . . . Tá an bairric agus a ċoṁ-ṡaiġdiúirí ragairneaċa fáġṫa 'na ḋiaiḋ aige. Tá sé tagaiṫe 'na aonar cois céiḋ na stiúr-ḃarc ċun féaċaint siar ṫar tonntaiḃ fiara gaiṁe i dtreo na hÉireann agus ċun sgéal a ṫíre do ċlos b'ḟéidir ó ṁaruiḋe éigin sa ċuan. Go hobann taoḃ leis tagann an spéir-ḃruinneal féin, í níos áilne, níos ciúine, níos uaigniġe ná riaṁ. Aċ nuair a ḋruideann sé léi le fáilte, ar lorg eolais, sceinneann sí uaiḋ le halltaċt. Aiṫniġeann sí an cóta dearg. Labrann sé cúpla focal truaġṁéileaċ ag míniú a ċáis di agus ar ball tugann sí uaiṫi a teaċtaireaċt aoiḃinn áṫais. Aċ

fairíor! eisean a ċonnaic neart na Sacsan ar tír is ar cuḃar-ṁuir, a tuigeann laige na nGaeḋeal agus "easba gaċ céime conganta ag Carolus prionnsa," cionnus a ṫaḃarfaiḋ sé creideaṁaint éasgaiḋ d'á sgéal? Eoġan na nAislingí a ċanaḋ do ṡíor aṁrán an dóċais do ċáċ, tá sé féin anois gan dóċas. Is léir ó'n dtagra so go gcaiṫfear an t-aṁrán so do ċur ar ċéim ar leiṫ i measg Aislingí Eoġain. Fásann sé go díreaċ óna ṡaoġal féin, ón searḃas do líonaḋ é agus "é ag caḃair don té nárḃ fonn leis." Tá fás fén stíl ann ċoṁ maiṫ. Cuireann sé síos ar an Spéir-ṁnaoi níos diriġe ná mar is gnáṫ, tagaid na ceisteanna níos gunta, agus do'n ċéad uair b'féidir san Aisling, geiḃmíd fíor-ḃlas dramuíoċta san suiḋeaṁ agus san agallaṁ. Féaċ ar pearsain an dráma, Éire agus Eoġan; Éire i ngeiṁeal ag Sasanaiġ, Eoġan 'na ṡaiġdiúir de'n ċóta ḋearg. Beirt do cráḋaḋ le Gallaiḃ aċ naċ mar a ċéile a imreann an cráḋ orta: dóċas árd i mbéal an duine acu gur móide é an dóċas an cráḋ, gan aċ éadóċas lom searḃ i mbéal an duine eile. Féaċ leis ar ṡuiḋeaṁ an dráma: i Sacsaiḃ na séad, fé ḃarra na gcraoḃ cois céiḋ na stiúr-ḃarc agus gan idir iad agus a dtír féin aċ "fraoċ na mara cuḃar-fliuċ." Taḃair fé ndeara leis toisc gur ar an sgéal is mó atá luiġe na haislinge seo, ná dallann an file sinn le hiomarca cursíos ná le seoduíoċt focal cé go bfuil daoine adeir ná raiḃ riaṁ ann é sin do ḋéanaṁ ná cuiṁneaṁ air. Tá an ċainnt mear díreaċ, seaċnann sé na caisí focal, tá sé ciúin

sriantha 'na stíl, ní hionann é agus casaoid nimhneach an spealadóra. Ach ní fhágann san ná go bhfuil na seod-fhocail ann agus iad go flúirseach leis. Ach is i naindeoin tola an fhile a thagaid mar adéarfá: táid ann már ní fhanfaidís uaidh. Agus tá ní eile ann fós. Féach gur i gcainnt mhear bhriste a chasann an spéir-bhean an tarcuisne leis an bhfile agus gur i bhfocail fad-shiollacha truaghánta a phléidheann seisean a chúis léi; agus féach an ath-dheilbh a thagann ar an méidreacht gach 're bhéarsa, chomh athruighthe comh úr-nua atá sé agus chomh beag coinne leis. Síor-iongantas seadh an ceol.

Ag déanamh léirmheasa dúinn ar shaothar Eoghain Ruaidh is ró-mhinic a dearmhadtar gur imthigh sé uainn i naois sé blian triochad, sé sin i mbláth a óige mar fhile agus ná raibh ach tréimhse cúpla blian ó tháinig sé thar nais go hÉirinn taréis a fhánuidheachta thar lear. B'fhéidir go bhfuil sé le tuisgint ón amhrán so "I Sacsaibh na Séad" go raibh sé ag fágáil slán ag an aisling mar mhodh urlabhra agus dá mairfeadh sé níos sia, go mbrisfeadh sé an fód dúinn i slighthibh eile filidheachta. Ag Dia amháin atá fios.

## 26: CEO DRAOIDHEACHTA.

Ceo draoidheachta i gcoim oidhche do sheol mé
  Tré thíorthaibh mar óinmhid ar strae,
Gan príomh-charaid díograis im' chomhgar,
  Is mé i gcríochaibh thar m'eolas i gcéin;

Do ṡíneas go fíor-ṫuirseaċ deoraċ
  I gcoill ċluṫṁair ċnóṁair liom féin,
Ag guiḋeaċtain ċum Ríoġ ġil na glóire,
  Is gan níḋ ar biṫ aċt trócaire im' ḃéal.

Ḃí líon-riṫ im' ċroiḋe-se, gan gó ar biṫ,
  'San ċoill seo, is gan ġlór duine im' ġaor,
Gan aoiḃneas, aċt binn-ġuṫ na smólaċ
  Ag síor-ċantain ceoil ar gaċ géig;
Lem' ṫaoiḃ gur ṡuiḋ síoḋ-ḃruinneal ṁoḋṁaraċ,
  I ḃfíoġair is i gclóḋ-ċruiṫ mar naoṁ,
'N-a gnaoi do ḃí an lí geal le rósaiḃ
  Ag coiṁeascar, is nár ḃ'eol dam cia ġéill.

Ḃa ṫrilseaċ tiuġ buiḋe casta ar ór-ḋaṫ
  A dlaoi-ḟolt go bróig leis an mbé,
A braoiṫe gan teiṁeal is mar an ómra
  A claoin-ruisc do ḃeo-ġuin gaċ laoċ;
Ḃa ḃinn blasta fíor-ṁilis ceolṁar,
  Mar ṡíoḋ-ċruit gaċ nóta ó n-a béal,
Is ba ṁín cailce a cíoċ' ċruinne i gcóir ċirt
  Dar linne nár leonaḋ le haon.

Ḟeaċt roiṁe sin cé ḃíos-sa gan treoir ċeart
  Do ḃíoḋgas le ró-ṡearc do'n ḃé,
Is do ṡíleas gur ḃ'aoiḃneas ró-ṁór dam
  An tsíḋ-ḃean do ṡeolaḋ faoi m'ḋéin;
Im' laoiḋtiḃ do scríoḃfad im' ḋeoiḋ ḋuit
  Mar scaoileas mo ḃeol seal ar strae,
Is gaċ caoin-stair d'ár ríoṁas do'n óiġ ḋeis
  Is sinn sínte ar ḟeorainn an tsléiḃ'.

A ḃríḋeaċ na rinn-rosc do ḃreoḋuiġ mé,
  Le díoġrais dod' ṡnóḋ is dod' scéiṁ,

An tú an aoil-ċneis trér díoscaḋ na mór-
  ṫruip,
 Mar scríoḃtar i gcoṁrac na Trae?
Nó an ríoġ-ḃruinneal ṁíonla d'ḟúig coṁ-lag
 Caṫ-ṁíleaḋ na Ḃóirṁe 's a ṫréid?
Nó an ríoġan do ḋliġiḋ ar an mór-ḟlaiṫ
 Ó'n mBeinn dul d'á tóruiġeaċt i gcéin?

Is binn blasta caoin d'ḟreagair daṁ-sa,
 Is í ag síor-ṡileaḋ deora tré ṗéin,
Ní haoin-ḃean d'ár ṁaoiḋis mise id' ġlórṫaiḃ,
 Is mar ċím-se ní heol duit mo ṫréad;
Is mé an ḃrídeaċ do ḃí sealad pósta
 Fá aoiḃneas i gcoróin ċirt na réics,
Ag ríġ Ċaisil Ċuinn agus Eoġain,
 Fuair mír-ċeannas Ḟóḋla gan ṗléiḋ.

Is duḃaċ boċt mo ċúrsa 's is brónaċ
 Dom' ḋúr-ċreimeaḋ ag cóirniġ gaċ lae,
Fá ḋuḃ-smaċt ag búraiḃ, gan sóġaċas,
 Is mo Ṗrionnsa gur seolaḋ i gcéin;
Tá mo ṡúil-se le hÚr-Ṁac na glóire
 Go dtiuḃraiḋ mo leoṁain faoi réim
N-a ndún-ḃailtiḃ dúṫċais i gcóir ṁaiṫ
 Ag rúscaḋ na gcrón-ṗoc le faoḃar.

A ċúil-ḟionn tais ṁúinte na n-ór-folt,
 Do ċrú ċirt na gcorónaċ gan ḃréig,
Do ċúrsa-sa ag búraiḃ is brón liom,
 Fá smúit, caṫaċ ceoṁar gan scléip—
'N-a ndlúṫ-ḃruġaiḃ dúṫċais dá seolfaḋ
 Mac congantaċ na glóire do réics,
Is súġaċ do rúscfainn-se crón-ṗuic,
 Go huṁal tapa scópṁar le piléir.

Ár Stíoḃard dá dtigeaḋ ċugainn tar sáile
  Go críċ Inis Ḟáilġe faoi réim,
Le flít d'ḟearaiḃ Laoisiġ, is Spáinniġ,
  Is fíor le corp átais go mbéinn
Ar ḟíor-eaċ ṁear ġroiḋe tapa ċeáfraċ
  Ag síor-ċartaḋ cáiċ le neart faoḃair,
Is ní ċlaoiḋfinn-se m'intinn 'n-a ḋeáġaiḋ sin
  Ċum luiġe ar ṡeasaṁ gárda lem' rae.

Eoġan Ruaḋ ó Súilleaḃáin (1748-1784) do ḋein.

Méiḋreaċt (— í — — í — — ó —, — í — — ó — — é) 4.

## 27: Im aonar seal ag siuḃal ḃíos.

Im aonar seal ag siuḃal ḃíos
  I dtúis oiḋċe i ngaorṫa ceoiġ,
Lem ṫaoḃ gur ḋearcas fionn-ríoġan
  Dom ionnsuiḋe go séiṁ ar seol,
A céiḃe ar faḋ 'na mbúclaiḋiḃ
  Ag taḃairt síos ar scéiṁ an óir,
Go craoḃaċ casta ciuṁas-ḃuiḋe
  'Na fonnsaiḋiḃ go béal a bróg.

Ba ṁaorḋa, maiseaċ, múinte í,
  Ba ċiuin í, ba ṡéiṁ a clóḋ,
Ba ċaoṁ a dreaċ 's a súil ġrinn
  Mar ḋrúċt glinn ag déanaṁ spóirt;
A déiḋ mar ċailc 'na dlúit-ċír
  Gan smúit ḃí go néata i gcóir,
'S a haol-ċorp seascair súġaċ síoṫaċ,
  Nár dlúṫuiġeaḋ le céile fós.

Táid caora is sneaċta ar lúṫ ṡíor
  'Na gnúis ṁín ba ṁaorḋa, moḋaṁail,
A héadan leaṫan úr maoiḋim
  Gan smúit puinn go séadṁar sóġaċ;
Ba ċaol a mala ḋlúṫ-ċaoin,
  'S a leabair-ṗíop mar ġéis ar seol,
'S a béilín blasta búċ binn
  Cionnsaiḋe, nár ṫaoḃuiġ móiḋ.

A spéir-ḃean ċneasta, ċiuin, ċaoin,
  Cár stiúruiġeaḋ i gcéin do ṡórt?
Nó an léir a ṁeas gur ḃ'ionntaoiḃ
  Daṁ ionnsuiḋe it ġaor im ċlóḋ?
An tú an ḃé tug searc is rún croiḋe
  Don Ċú ġroiḋe ba ṫréan i dtóir,
'S a céile ceart gur ḟúig sí
  Go duḃ-ċroiḋeaċ le géill don spórt?

An tú Déirdre ṁaiseaċ ḃúċ ḃinn
  Do crúṫuiġeaḋ de ṗréiṁ na leoṁan
Le n-ar traoċaḋ ḟlaiṫ is ḟionn-rí
  Go duḃ-ċroiḋeaċ i n-éigean gleoḋ?
Nó an ḃé lér cailleaḋ Cúraoi
  Gan ionntaoiḃ ag déanaṁ póit',
Nó an spéir-ḃean ċneasta d'uṁluiġeaḋ
  'Na smúit ġrinn ar Éirinn ceo?

Is béasaċ blasta búċ binn,
  Aduḃairt sí go séiṁ gan ġó:
Ní haon det ṁeas, a rúin, sinn,
  Is diúltuiġim go héag don tsórt,
Is bé mé ag caisteal dúṫaiġe
  Go duḃ-ċroiḋeaċ i ndéiḋ mo leoṁain,
Is mo ċréaċta ar leaṫaḋ ag búraiḋiḃ,
  Dom ṡúġaḋ bid 'na slaod dom ḋeol.

Tá Séarlas mear 's a thrúip ghroidhe
  Dár n-ionnsuidhe go héascaidh ar seol,
Is réidhfidh seal mo chúrsaidhe-se
  Ag búraibh le faobhar gleodh,
Beidh séideadh is cartadh is brughadh síor
  Ar bhúraidhibh dá dtraochadh ar feodh,
'S ní léan liom lag gan lúth puinn
  Gach trú díobh nár ghéill don Ord.

Beidh cléir na gceacht gan púicín
  Ag úr-mhaoidheamh an Éin-mhic chóir,
Is éigse ceart ag tabhairt síos
  Gach fionn-laoidhe go néata i gclódh:
An tréad do threascair dubhach sinn
  Gan lionntaidhe, gan féasta ar bórd,
Is Gaedhil go seascair súghach síothach
  'Na ndúthaighe go séanmhar soghamhail.

Eoghan Ruadh ó Súilleabháin (1748-1784) do dhein.

Méidreacht (— é — a — úi, — úi — é — ó) 4.

## 28: MO LÉAN LE LUADH.

Mo léan le luadh 'gus m'atthuirse!
'S ní féar do bhuain ar teascannaibh
D'fúig céasta buaidheartha m'aigneadh
  Le tréimhse, go tláth,
Acht éigse 's suadha an tseanachuis
I ngéibheann chruaidh 's i n-anacra,
Go tréith i dtuathaibh leathan Luirc,
  Gan réim mar ba ghnáth;

Is gaċ lonna-ḃile borb-ċuṫaiġ tréan-ċumais
  d'ḟás
De ḃrolla-stoc na sona-ċon do préaṁuiġ ón
  Spáinn,
Go canntlaċ faon lag easbaiḋteaċ,
Fá ġall-smaċt ġéar ag danaraiḃ,
An cam-sprot claon do ṡealḃuiġ
    A saor-ḃailte stáit.

Go fann aréir 's mé ag maċtnaṁ ar
Gaċ plannda 'en Ġaeḋeal-ḟuil ċalma,
An dream ba ṫréine i gceannas ċirt
    'S i réim Inis Fáil,
Le feall-ḃeart ċlaon is gangaid uilc
Gaċ saṁairle is sméirle Sasanaiġ,
Go fallsa ṡéan an tAifreann,
    Is saor-staid na ngrás,
I n-anacra, fá ṫarcuisne 's i ngéar-ḃruidiḃ
  gáḃaḋ
Ag cama-ṡlioċt na malluiġṫeaċt, an éiṫiġ 's
  an smáil,
Tré ḃuaiḋirt na scéal so ċealg sinn
Go duairc is léir mar aiṫrisid,
Le suan-ḃrioċt tréiṫ gur treascraḋ mé,
  Im ṫréan-ċodlaḋ spás.

Tríom néall ar cuaird 'seaḋ d'aṁarcas
Réilteann uasal taiṫneaṁaċ,
Go béasaċ buacaċ ceannasaċ,
    Ag téarnaṁ im ḋáil;
Ba ḋréimreaċ dualaċ daiṫte tiuġ
A craoḃ-ḟolt cuaċaċ camarsaċ
Ag teaċt go scuabaċ bacallaċ
    Léi i n-éinfeaċt go sáil;

'Na leacain ġil do ċeapaid druiṫe, éigse 'gus fáiḋe,
Gur ṡeasaiṁ Cuipid cleasaċ glic is gaeṫe 'na láiṁ,
Ar ti gaċ tréin-ḟir ċalma
Do ṫiġeaḋ 'na gaor do ċealgaḋ,
Tré'r claoiḋeaḋ na céadta faraire
I ndaor-ċreaṫaiḃ báis.

Ba ḃinne séis a tana-ġuib
'Ná fuinneaṁ méar ag spreagaḋ puirt,
'S 'ná cruit an té do ṫreascair Mis,
Cioḋ baoṫ ḋam a ráḋ;
'S ba ġile a héadan sneaċtaṁail
'Ná an lile caoṁ 's 'ná an eala ar sruṫ,
'S ba ṡnuiġte caol a mala suiḋte
Ar réalt-ḋearc gan ċáim;
A mama cruinne ar ṡeanga-ċruṫ nár léanaḋ le práisc
A leaḃar-ċroḃ do ḃeartaḋ loingeas, éanlaiṫ is bláiṫ,
Ba ṁionla maorḋa maiseaṁail
A híoġar 's a scéiṁ 's a pearsa-ċruṫ,
Is do ġríosuiġ mé ċum labarṫa
Ins na bréiṫriḃ seo im' ḋeáġaiḋ:

A ríoġan ḃéasaċ, aiṫris dam
An tú an aoil-ċneis tré n-ar treascaraḋ
Na mílte 'en Ḟéinn le gaisce Ṫailc
Ṁic Ṫréin tug a n-ár;
Nó an ḃríḋeaċ Hélen, d'aistriġ
Tar tuinn ón nGréig lér cailleaḋ truip
I siege na Trae mar ḃeartaid druiṫe
I léir-rannaiḃ dán;

Nó an ṁascalaċ ó Albain tug laoċ leis 'na ḃárc;
An ainnir lér tuit Clann Uisneaċ mar léiġtear san Táin;
Nó an ríoġan aeraċ taitneaṁaċ
D'ḟúig saoite Gaedeal i n-ana-ḃruid,
Dá ḋruim gur ṗréaṁuiġ danair uilc
I réim Inis Fáil?

Is béasaċ stuamḋa d'ḟreagair me,
Is í ag déanaṁ uaille is catuiġte,
Ní haon dár luaḋais it startaiḃ me,
Cioḋ léir dam an táin;
'S mé céile is nuaċar Ċaroluis,
Tá déaraċ duairc, fé tarcuisne,
Gan réim ná buaiḋ mar ċleaċtas-sa,
Mo laoċ ó tá ar fán;
Le feartaiḃ cirt an Araid-Ṁic, fuair peannaid ċroise is páis,
Beiḋ scaipeaḋ is rit ar ġalla-ṗuic do ṡealḃuiġ ár stát,
Ní danaid liom an aicme tug
Mo ḋearca ag sileaḋ laċta tiuġ,
I n-ana-ḃruid fé an ama ag
Gaċ saor-ḃile sáṁ.

Fé mar luaḋadar sean-druite,
Do ḋéanaḋ tuar is tarngaireaċt,
Beiḋ flit i gcuantaiḃ Banban
Fá féile Ṡan Ṡeáin
Ag tabairt sceiṁle is ruagaḋ as fearann Ċuirc,
Tar linntiḃ ruaḋa na fairrge,

Ar gaċ sméirle mór-ċuirp Sasanaiġ,
  'S ní léan liom a bpráḋainn;
Beiḋ gearraḋ cloiḋṁte is scaipeaḋ truip is
  tréan-treascairt náṁad
Ar gaċ ailp aca do ċleaċtaḋ punch is féasta
  'san páis,
Do b' aite sult na reaṁar-ṗoc
Ag cnead 's ag crit le heagla
'Ná an reacaireaċt so ċeapadar
  A féar-leagaḋ ar ṗáġ.

Eoġan Ruaḋ ó Súileaḃáin (1748-1784) do ḋein.

Méidreaċt :—aaab,aaab,cc,dddb.
  [(— é — ua — a — —) 3
  — é — — á.] 2.
  ( — o — — — o — — — é — — á) 2.
  (— au — é — a — —) 3.
  — é — — á.

## 29: I SACSAIḂ NA SÉAD.

  I Sacsaiḃ na séad i gcéin óm ḋúċċas
  Fá ḃarra na gcraoḃ cois céiḋ na stiúr-ḃarc
Is mé ag maċtnaṁ ar éag na ḃflaṫa is na laoċ
  I ḃfearrannaiḃ Ċéin do túrnaḋ
  Le danair i spéirling ċunncais
  Dá gcaḃair cioḋ tréan mé i ḃfionntar
Ag feara mo ḋéar go laċtṁar le léan
  Gan aiteas, gan réim, gan súġċas;

Do ḋearcas-sa réilteann ġréagaċ, ġreanta,
  Ġlé, ḃí gasta, gnúis-ġeal,

Banaṁail, béasaċ, béal-tais, blasta,
Céimeaċ, cneasta, cúmṫa,
Maiseaṁail, méinneaċ, maorḋa, measta,
Aeraċ, abaiḋ, uṁalaċ,
'Na reaṫaiḃ ag téaċt do b'éadtrom aistear,
Taoḃ liom seal gur ṫúirling.

Ba ċamarsaċ léi-si a céiḃe dlúṫa,
Ó ḃaiṫeas go féar ag slaodaḋ ar lúiṫ-ċriṫ,
A mala ba ċaol, a dearca ba ċlaon,
A haiġṫe 's a scéiṁ ba lonnraċ;
Ba ḋearg an ċaor ar úr-lil
'Na leacain ag déanaṁ cunncais,
Is ba ḃlasta gaċ téacsa d'aiṫeasc a béal
'Ná spreagaireaċt méar ar ċiuin-ċruit.

Ba ṡaṁail a déid le gné na heala
Ar fraoċ na mara cuḃar-ḟliuċ,
'Sa mama ba ġéar nár léanuiġ cleasa
Claona cama Ċúipid:
A leaḃar-ċroḃ réiḋ is ró-ġlé do ḋearaḋ
Béir is barca stiúraċ,
Caismirt na gcéadta, faol-ċoin allta,
Éisc is ealta clúṁaċ.

A seanga-ċorp séiṁ mo ṗéin do ḋúbail,
Ó ḃaiṫeas go féar go néata i gclúid ċirt.
Trér ṡearg mo ġné is do ḃalḃuiġ mé,
Do laguiġ mo ġéaga lúṫa,
Do ḋalluiġ mé d'éis gaċ cúrsa,
Cé labaras léi go cúṫail,
Is d'aitċeas den bé a hainm 's a scéal,
A treaḃa 's a tréad do ṫabairt dam.

'Ḋo ġlacas-sa réim tar éis a hagaill,
  Ḋ'éisteas seal is ḋ'uṁluiġeas,
Do ċaras a scéiṁ, a méinn 's a pearsa,
  Céim nár ṁasla ḋúinn-ne;
Ba ṫapaṁail, tréan, gaċ géag ḋem ballaiḃ,
  Faon níor ḃ'faḋa i bpuḋair mé,
An tan ḃeartas gurab aon an ḃé do ġreannuiġ
  Gnéiṫe is peacaḋ ḋrúise.

Freagair-se mé an tú an réilteann lonnraċ
  Ṫug fearg is maoḋm na Trae gan ċionnta,
Nó an ainnir ṫug léan is leagaḋ na nGaeḋeal,
  I ḃfearannaiḃ Ċéin is Luġoine,
  D'ḟúig flaṫa is éigs' na dtriúċ sain,
  Faoi an ama go tréiṫ ag ḃúraiḃ,
Nó an ġailteann i gcéin tar ċalaiṫ do léim
  Ó Eaṁain ag laoċ 'na lonn-ḃarc?

D'ḟreagair, ní haon ḋen méiḋ sin ċanais
  Féin it startaiḃ lúb mé,
Is ní ċanfaḋ-sa scéal do strae ḋet ṡaṁail,
  Géag do Ċlannaiḃ Lúiteir,
Danar i méinn, i gcéill 's i gcealg,
  Réice is gaige ó Lonnḋain,
Tá i n-arm 's i n-éiḋe gléasta ag gearraḋ
  Géag is fasc mo Ṗrionnsa.

Ná tarcuisniġ mé, a ġeal-scéiṁ na gcúilfionn,
  Dar an leaḃar so im ġéig, ní haon ḋá gcrú mé,
Aċt taistealaċ tréiṫ tar ċaise le fraoċ
  Do stracaḋ i gcéin ar úrla,
  Ag caḃair ḋon té nár ḃ'fonn liom,
  I mbarcaiḃ na bpiléar ar ċuḃar-ṁuir,

Is gur scagaḋ mo ṫréad as caise d'ḟuil Ġaeḋeal
I gCaiseal ba réacsa cúigiḋ.

Ó's dearḃ gurab aon de réacs-ḟuil Ċaisil
Tréiṁse snaiḋmeaḋ liom tú,
Aiṫrisfead féin duit éaċta m'aistir,
Is scéalfad m'ainim ionnraic;
Gairmiḋ éigs' díom Éire ṁeaḃail,
Méirdreaċ ċealg-ċúrsaċ,
Ṫug masla 'gus béim tré ċlaon le Gallaiḃ
Do ṫréad mo ḃailte dúṫċais.

Ó ḟearannaiḃ Ċéin is Éiḃir ḟiúntaiġ,
Tar ċalaiṫ na dtéad go héascaiḋ sciúrdas,
Le teaċtaireaċt scéil ó Ċlannaiḃ na nGaeḋeal,
Gur gairid go ndéanfaid cunncas,
Do scaipfiḋ gaċ béar de ċomplaċt
Na n-aṁas de ṗréaṁ-stoc Lonndan
As beata na laoċ, is go gcastar i réim
Mo ġaile 'na réics go Dún Luirc.

Do ṫarngair éigse dréaċta is feasa
A ṫeaċt go treasaċ trúipeaċ,
Lannṁar léidṁeaċ laoċda ag leadairt
Méiṫ-ṗoc galla-ṗonncaċ,
A' scanaḋ gaċ scéil tá a dtréiṁse caiṫte,
Tré n-a gcaiṫfid uṁlaḋ,
Is aṫarraċ béas cioḋ léan leo a ċeapaḋ
'Gus réim do ṫaḃairt d'úġdair.

Is eagal liom féin, a réilteann lonnraċ,
Gur reacaireaċt ḃréag an scéal so tionnsclais,

Atáid danair ró-thréan i mbarcaibh gan spéis
  I gCarolus réics do phrionnsa,
Atá i n-easbaidh gach céime congancta,
Is aicme na nGaedheal go cúthail,
Gan fearanntas saor mar chleachtadh a gcléir
  Do bheir neartmhar i nÉirinn ionnraic.

Caithfead-sa éisteacht tré dhubh-smachta
  Ar thaobh na nGalla mbrúidheach,
Ó theagmhas féin le tréimhse i nglasaibh,
  Céim d'fhúig dearbh dubhach mé;
Aithris mo scéal don éigse ag baile,
  Is léighfid aiste chugam-sa,
Do scaipfidh mo léan cidh léir le lachtadh
  Déar gur dalladh dúr mé.

Eoghan Ruadh ó Súilleabháin (1748-1784) do dhein.

Méidreacht :—dá dheilbh
(1) aab,ccc,bc.
  (— a — — é — é — ú —) 2.
  — — a — — é — a — — é.
  (— a — — é — ú —) 3.
  — a — — é — a — — é.
  — á — — é — ú —.
(2) (— a — — é — é — a —, é — a — ú —) 4.

## Caibideal VII.

## Brón agus Bás.

"Brón agus bás, is cinneaṁaint do ċáċ"; na filí féin cé go luaḋfar a n-ainm go bráṫ na breiṫe ní ṫagaid saor. Sna haṁráin atá im ḋiaiḋ anso, cloisimíd uata ar dtúis nóta caoin íseal an ḃróin aċ is gearr go dtéiġeann sé i ndoiṁneaċt agus i bfíor-uaigneas an ḃáis go dtí sa deire go sroiseann sé bárr an uaṫḃáis ar fad i bPáis Ċríost agus i gCaoineaḋ Ṁuire . . .

Dubairt Rafteri uair,
"Dá mbeinn-se im ṡeasaṁ i gceart-lár mo ḋaoine
D'imṫeoċaḋ an aois díom is beinn airís óg."

Ní hé sin a iarrann beirt file anso, níl súil acu leis an síor-óige aċ impiġeann siad, nuair a ṫiocfaiḋ an bás orṫa, go sínfear a gcorp i gcré a n-aṫarḋa go séidfear an stoc. Ar aon ċoinġill eile ní raġaḋ Art mac Cuḃtaiġ leis an Sideoig, bíoḋ go ngeallann sí dó síor-aoiḃneas agus dlúṫ-ṗoscaḋ i dtír deas na meala. Agus cé gur sona suġaċ do Ṡéamus

Dall i gcúirt an tiġearna i Luġṁaiġ, ní ṡásóċaiḋ a ċur ann é.

Sínteár síos mo ṫaoḃ le Ruaiḋrí
Mar a ḃfuil mo ċuallaiḋ, Brian Bán;
'S tá siad an dís ann 'na luiġe ar uaigneas—
Cuir idir fuaċt mé 's cor do'n gclár.

Agus an impiḋe a ḋeineann sé ar Ḋia, ba ċóir go "leaġfaḋ sí na Flaiṫis go ceannsa" Is mó cúirt agus caisleán láidir adeir sé 'nar ḋein sé spórt le na ré; agus má leigtear isteaċ sna Flaiṫis é, "cér'ḃ fearr 'mo ṫáṁ mé ná ag déanaṁ ceoil." Fear an aon-tallainn ag ofráil an tallainn sin do'n Tiġearna a ḃronn air é, cad é mar smaoineaṁ aoiḃinn é! Taḃarfar fé ndeara i dtaoḃ an dá ḋuan so ċoṁ pearsanta is atáid 'na gcainnt agus 'na dtagraí, agus ċoṁ díreaċ nádúrṫa leis. Ní ḋeineann Art dearṁad ar a ċéile i naindeoin áilneaċta agus cainnte meallṫaiġe na Siḋeóige; is ceol leis an nDall ainm na cloinne do luaḋ agus d' aṫ-luaḋ. Agus tá an ċainnt ċoṁ nádúrṫa leis na smaointe: ċífear san nuair a curfar an Fís atá ag Art i gcomparáid le hAisling de ċuid Eoġain Ruaiḋ nó aṁrán an Daill le "cabair ní ġoirfead" ag Aoḋagán. Ḋá ḃun-tréiṫ seaḋ iad san a ḃaineann le filíoċt Cúiġe Ulaḋ a ḃí saor ó ṫeagasc Cúirteanna Éigse an Deiscirt agus a las lóċrann na litríoċta as an mianaċ a ḃí ar a dteinteán féin.

Ní leor le Liam Dall an ní sin—luiġe fé'n ḃfód i gcoṁaḋ a ṡean. An dóċas a ṫug

taiṫneaṁ d'á laeṫe aċ nár coṁ-líonaḋ le na ḃeo, cráḋann sé fós é fé'n gcré. I dtreo dá gcloisfeaḋ sé fé'n gcruaiḋ-lic uaill-ġut ġá ḟógairt gur ruagaḋ an Gall as Éirinn

Le fórsa agus neart mo ġualann
An fóḋ go gcaiṫfinn suas díom
Is mo ṫreo tar nais ba luaimneaċ
 Fá ṫuairisg an sgeoil.

Seoduiḋe i gcúrsaí cainnte do b'eaḋ Liam Dall riaṁ, tá blas fé leiṫ ar gaċ ar sgrioḃ sé; aċ sárú an aṁráin seo níor ḟág sé 'na ḋiaiḋ coṁ greanta is atá gaċ focal, coṁ haoiḃinn gaċ pictiúir: toġaim mar ṡampla "glór na lon san uaigneas," "an ġeoin do leigiḋ cuaċa go nuaḋ cois coille i mbruaċ cnuic." Ḃuaḋa Ṡeáin Ċláraiġ aċ an tsaṁluíoċt do ċur leo, an ioṁáíoċt cainnte do ḃí ag Eoġan Ruaḋ aċ í ḃeiṫ fé ṡrian, sin rian Liaim Daill ar an ḃfilíoċt.

Aċ cad é an glór uaigneaċ seo a ṫagann ċugainn anois? Duine ag caoi ar ḃóiṫre, é i mbéalaiḃ báis agus gan caraid ná caḃair i ngar dó. Cé gur árd é a ġlór, ní ḟreagrann aon ḟoġar é aċ foġar an Easa ón dTorc. Tá sé beo boċt, tá sé feannta lom. "Agus leis an smaoineaṁ san, sileann na deora níos tapaiḋe fós. Níl leiġeas aige orṫa, briseann an raċt guil air, tá sé ar bailli-ċriṫ agus 'treaḃann óna uiseanna uisge go scím-ġlóraċ.' Ar ball scuireann sé de'n raċt. Cuiṁniġeann sé air féin agus ag déanaṁ máiġistreaċta dó air féin, tógann sé a

ċeann agus laḃrann sé go huaiḃreaċ ríoġaṁail an t-aṁrán árd-ṁeanmnaċ úd a scannruiġeann sinn le na lom-uaigneas, an ceann deireannaċ do ḋein sé: 'Caḃair ní ġoirfead go gcuirtear mé i gcruinn-ċoṁrainn'";
mar sé Aoḋagán ó Raṫaille atá ann.

Ní raiḃ aon ṁór-ḟile le na ais nuair d'éag sé, níor ċas aon ṁór-uġdar ologón, níor tógaḋ a leaċt, ḃí an saoġal Fodlaċ go léir ċoṁ boċt leis féin. Níor ṁar sin do Ṡeán Ċláraċ. An lá d'éag sé, ḃí Foebus fá neoll ar ṁór-ṡleasaiḃ Máiġe agus do ṫáinig ag triall ar Ṡeán ó Tuama "naoi soillse agus naoi lóċrainn 'na láṁaiḃ" á ráḋ:—

"A Ṡeáin ḋil naċ léan leat ár mbrón
Mar slaoḋaḋ mac Doṁnaill ċun báis."

Do ċúm Seán an Ġrinn na mílte líne filíoċta, do ḃí an líoṁṫaċt ann mar ṁór-ṫuille, ḃí sé focalaċ fad-análaċ ar uairiḃ aċ nuair do ḃí sé fé ċuing ag mór-ċorruiḋe ḃróin ag caoineaḋ a ċarad, do noċt sé a ċoṁaċt i gceart.

Brón níos pearsanta fós a cloistear anois, aṫair ag caoineaḋ a ċloinne, buaċaill ag caoineaḋ a leannáin ċroiḋe, máṫair ag caoineaḋ leanbáin a cléiḃ.

'Mó a ṡaoileas ar dteaċt i n-aois
Mo ċlann im ṫimċeall go mbéidís
Ná a n-aon-dul go luaṫ i gcill
Is mé d'á n-éis ar neiṁ-ċríċ.

Ba ḃinn liom a nglór lem ṫaoḃ
Is iad ag riṫ i n-aon-raon;
Cé ḃéaras dom fáilte nó póg
Ó's marḃ iad fá aon-ḟód.

ars' an t-aṫair as uaigneas a ċroiḋe agus moṫuiġmíd tríd an dán go léir an nóta céadna, daonnaċt an duine féin agus nádúrṫaċt a urlabra, mar nuair éiġeann croiḋe atá ró-ċráiḋte, ní lorgann sé cainnt ṫar fóir ná ornáidí liteарḋa, ní ḋeineann sé mar adéarfá taisbeántas d'á ṁotúċán féin ná ní leigeann sé do'n doilġeas féin labairt aċ fé ċuing ċóir. Ní mar sin atá do "Táim sínte ar do ṫuamba." Cé go ḃfuil an ċainnt mar ċainnt go ceart agus uaireanta go toġta, tá fallsaċt ḃunúsaċ ag baint leis an nduan. Téiġtear ṫar fóir ann leis an bpaisiún go dtí go dtagann nóta bréige ann a ḟuarann sinn:—

Dá mbeaḋ bárr do ḋá láṁ agam
Ní scarfainn leat coiḋċe.

Is annaṁ a ṁotuiġmíd an fallsaċt san i ḃfilíoċt na Gaeḋilge: go deiṁin tá sí ċoṁ hannaṁ san inti gur ceadṁaċ dúinn a ráḋ naċ tréiṫ d'ár dtréiṫe litríoċta í agus naċ duan fíor-Ġaeḋlaċ aon duan 'na noċtar í. Curtar "Triaṁuin na Máṫara" i leiṫ Peadair ui Ḋoirnín aċ tá sé i gceist fós arḃ é do ḋein. Níl sé cosṁail le haon duan eile atá againn, ní a ṫaisbeánann naċ dúṫċasaċ an nós ná an nóta atá ann—mar is fíor go ḃfuil an reticence mar oiġreaċt ag an nGaeḋeal ó briseaḋ fé'n mbráca é. Aċ má's féidir lin

é sin do ṁaiṫeaṁ do'n ḟile, molfaimíd ann filíoċt ċoṁ díreaċ san ná ceapaimíd gur déantús aon ḟile í, cainnt ċorruiġṫe aċ cainnt ṡrianta, sgéal cruaiḋ truaġ-ṁéileaċ gan siolla ann sa ḃreis, gan abairt ann ṫar fóir —filíoċt a ḟágann sinn gan focal i mbéal ná deor i súil.

I nduanaire an Ṗiarsaiġ do fuaras Caoineaḋ Ṁuire. Fágfad an focal aige féin. "Ó ṁnaoi i Muiġ Cuilinn i nIar-Ċonnaċtaiḃ do ċualas an caoineaḋ sin. Ba ġean leat ḃeiṫ ag éisteaċt léiṫi agus í ag canaḋ an ċaointe sin go cuṁaċ ceolṁar. Ḃí de ṁéid a truaiġe do Ṁuire agus d'á Mac gur ṡil sí na frasa deor, gurḃ ḟliuċ gruaḋa agus brollaċ di. Is mór an ní é do'n saoġal go ḃfuil tiġṫe i nÉirinn agus fir agus mná ionta a ṡileann na deora fós ar Ṗáis Ċríost agus brón a Ṁáṫar." Agus féaċ an ḟeiḋm uasal do ḃain sé as an gcaoineaḋ i ndráma na Páise do léiriġ sé i mḂ'l'eá Cliaṫ Cáisg 1911. Taisbeántar dúinn sa tríoṁaḋ mír cnoc Calḃaire san aṁascarnaiġ agus Peadar agus daoine naċ é ag feiṫeaṁ le teaċt an Aoin-Ṁic. Cloistear an t-ologón caoin íseal ó ḃun an ċnuic agus ar ball ċítear mná Ierúsalem agus orta na trí Muire ag teaċt. Iompuiġeann an Ṁáṫair i dtreo an Apstail:—

"A Ṗeadair a apstail, an ḃfaca tu mo ġráḋ geal?"
(M'óċón agus m'óċón ó!)
"Ċonnaic mé ar ball é i lár a náṁad"
(M'óċón agus m'óċón ó!)

leis sin ċíonn sí an duine ag iompar na croise.
“Cé hé an fear breáġ sin fé ċrann na croise?”
“An é naċ n-aiṫniġeann tu do Ṁac, a Ṁáṫair?”
Aċ ċíonn Íosa í, iompuiġeann agus tugann di sólás.
“Éist a Ṁáṫair agus ná bí cráiḋte.”
Imṫiġeann Sé as raḋarc, deintear doirċeaċt de'n aṁascarnaiġ agus éiriġeann an caoineaḋ níos aoirde fós “m'óċón agus m'óċón ó.”

Le Duan Ċroiḋe Íosa—an seod is gile do ḋein Taḋg Gaeḋlaċ, 'nar ṡnoiġ sé gaċ ráḋ (ní naċ gnáṫaċ leis), 'nar ġrean sé gaċ focal, 'nar ḃuigiġ sé gaċ fuaim go dtí go líontar an ċluas le mísleaċt agus an croiḋe le gráḋ agus le huṁluíoċt—, cuirimíd críoċ leis an gcnuasaċt so. Amen, a Ṫiġearna.

Maidir le cearduíoċt na nduan atá sa ċaibideal so, is féidir a ráḋ nár ṫáinig 'nár dtreo fós an oireaḋ sin aṫarraċ stíl agus a léiriġid. I bPáis Ċríost léiġmíd filíoċt ċoṁ lom agus is féidir di ḃeiṫ, ċoṁ lom sin go gceapaimíd ar dtúis naċ filíoċt atá innti aċ prós go dtí go mbraiṫimíd í ḃeiṫ toṁaiste 'na ritim, í ḃeiṫ toġṫa 'na cainnt i n-ainḋeoin an deallraiṁ ṡimplí atá uirṫi agus í ḃeiṫ toġṫa níos cúramaiġe fós sna rudaí a innstear agus na rudaí a fágtar gan innsint. I gcaoineaḋ Ṡeáin uí Ṫuama a ar a ṁalairt léiġmíd éiġeaṁ fíor-ċorruiġṫe an file á ráḋ i gcainnt atá mór-ornáideaċ liteardḋa—aċ 'na ainḋeoin sin níl focal ná canann fíor. I nduan uí Raṫaille léiġmíd urlabra lom paisiúnta a scarann le gaċ ornáid aċ an

smaoineaṁ do léiriú agus a scarann leis an soiléireaċt beagnaċ aċ an ċainnt do ḋingeaḋ le céill agus le tagraí. Ag Feiḋlimiḋ mac Cárṫa ġeiḃmíd a ċontráraċt san—fear atá ċoṁ basgaiṫe 'na aigne ag an mbrón ná fágtar aige aċ an t-aon-smaoineaṁ aṁáin ar a ḃfilleann sé airís agus airís eile. Agus mar sin leis na duanta eile, gaċ ceann acu agus a ṁóḋ féin aige; mar díreaċ agus is fíor naċ lia duine ná baraṁail, is fíor leis naċ lia motuċán ná a ṁóḋ labarṫa.

Léiriġtear go maiṫ sna duanta so leis dá tréiṫ atá bunúsaċ sa ḃfilíoċt go léir:—náḋúrṫaċt (nó homeliness) agus bun-ḟírinne. Féaċ ag Art mac Cuḃṫaiġ:—

"An ċéile úd do ṁeallas le mo ṁeallaḋ
 tráṫ ḃí sí óg,
Dá dtréigfinn anois í, naċ fiosaċ duit go
 mbéaḋ sí i mbrón.

agus ag Féiḋlimiḋ mac Cárṫa:—

 Is tinn atá mo ċeann anoċt
 Mo ġuṫ is fann gan fortaċt.

Claoiḋeann an Gaeḋeal leis an nḋúṫċas; d'á aoirde é raon a ṡaṁluíoċta, "seasann a ḃonn ar an dtalaṁ go teann." Tá an ḃun-ḟírinne ann leis. Séanann sé an ṁaoṫ-ḃuige i gcoṁnuiḋe, ní ṫéiġeann sé ṫar fóir le "taisbeántas" motúċán, tá mar adeir Doṁnall ó Corcora a core of hardness ann a ṡáḃáileann é ar an motúċán ḃréige. Tuigfear an tréiṫ sin níos soiléire aċ Táim sínte ar do ṫuamba d' aṫ-léiġeaḋ (agus sin í an ċúis

fé ndear dom é ṫabairt sa ċnuasaċt so). Tá sé ráiḋte go deas, taiṫniġeann sé linn ar dtúis, taiṫniġeann sé leis an óige go mór-ṁór aċ moṫuiġmíd láiṫreaċ gur nóta iasaċta é i litríoċt na Gaeḋilge agus ar ball tuigimíd an ḃréagaċt atá ann. Ansan tá deire le na éifeaċt ċun sinn do ṡuaṫaḋ. Moṫuiġmíd nóta éigin iasaċta ċoṁ maiṫ sa Triaṁuin. Ḃfuil sé Gaeḋlaċ an t-uaṫḃás do ċur síos ċoṁ mion noċt sin? An sgríoḃfaí a leiṫéid mara mbeaḋ go raiḃ an béaloideas litríoċta d'á ḃriseaḋ an uair sin i measg na ndaoine? Pé sgéal é, níl an nóta atá ann le faġáil sa ḃfilíoċt a ḃí ann roimis ná 'na ḋiaiḋ agus baineann droċ-aṁras do ṡíor leis an ḃfíor-nuaḋaċt.

Tá ní eile a ġaḃann le filíoċt ḃróin agus ḃáis níos mó ná mar a ġaḃann sé le haon ḟilíoċt eile; sí sin ceist na múnlaí litríoċta. Nuair a basgtar an duine fé ḃrón atá ċoṁ pearsanta dó agus atá bás a ċarad, cailleaṁaint a ċloinne nó smaoineaṁ a ḃáis féin agus go dtagann mian ann an brón sin do ċur de i ḃfuirm filíoċta—an t-aon ḟaoiseaṁ a ṡásóċaiḋ a ċás—téiġeann sé ar lorg múnla a oirfiḋ d'á sgéal. Má tá na múnlaí atá ar faġáil ró-litearḋa nó mí-nádúrṫa, ní oirfid dó mar laḃrann an paisiún lom; má tá easba dúṫċais ionnta, brisfid 'na láṁaiḃ mar ní féidir fíon nua do ċur i sean-árṫaiġe. Cionnus do ṫuit an ní amaċ anso nuair do ċuir na Gaeḋil idir filí is tuaiṫ ċun faoiseaṁ do lorg óna bpéin sa ḃfilíoċt? Ċifear ós na duanta so—a ḃfurṁór mór—

nár ṫáinig aon ḃriseaḋ ar na múnlaí, gur sásuiġeadar doiṁneaċt an ḃróin coṁ maiṫ le meisge an áṫais, gur ṫuit 'na líon dúr-ṗaisiún Aoḋagáin, mire Eoġain Ruaiḋ, ḃród Ċaiptín uí Ṁáille agus luime "Ṗáis Ċríost." Coṁarṫa eile seaḋ é sin ar an nádúrṫaċt agus ar an mbun-ḟírinne adubramar ṫuas a ḃí ar ṫréiṫe filíoċta na Gaeḋilge atá do ṡíor i gcainnt an ḟile "*true to the kindred points of Heaven and Home.*" Seaċnaid na filí fallsaċt agus mí-nádúrṫact, séanaid maoṫ-ḃuige agus innsint ṫar fóir, claoiḋid leis an mbun-aḋḃar atá i gceist. Sa leaṫ deireannaċ den 18aḋ aois ṫáinig órnáideaċas mór ar an ḃfilíoċt sa Deisceart is fíor, aċ ní raiḃ an t-ornáideaċas san bréagaċ mar féaċ níor ċuaiḋ ṫar cumas Ṡeáin uí Ṫuama ná Taiḋg Ġaeḋlig a mbrón do noċtaḋ go fíor i gcainnt agus i múnla atá coṁ ornáideaċ leis na hAislingí.

Mar sin i n-aindeoin an ṁalairtiú stíl atá sa ċaibideal so—agus sa leaḃar so go léir—tá an aontaċt ann; agus an dúṫċas is dual do'n Ġaeḋeal, fuair sé sna múnlaí litríoċta a ċeap sé, scóp, agus sásaṁ, agus urlaḃra uasal.

## 30: Úir-Ċill an Ċreagáin.

Ag úir-ċill an Ċreagáin sé ċodail mé aréir
  faoi ḃrón,
Is le héiriġe na maidne ṫáinic an ainnir fá
  mo ḋéin le póig;

Ḃí gríos-ġruaiḋ ġarṫa aici, is loinnir in a ciaḃ mar ór
Is gurḃ' é íocṡláinte an doṁain ḃeiṫ ag aṁarc ar an ríoġain óig.

An tSíḋeog:—
A ḟial-ḟir ċarṫannaiġ, ná caiṫtear túsa i néaltaiḃ bróin
Aċ éiriġ go tapaiḋ agus astruiġ liom siar sa róḋ
Go tír ḋeas na meala, naċ ḃfuair Galla inti réim go fóill
Is ġeoḃair aoiḃneas ar hallaiḃ do do ṁeallaḋ-sa le siansa ceóil.

An File:—
A ríoġain is deise, an tú Hélen fá'r tréaġdaḋ slóiġ
Nó a'n de na naoi mná deasa Ṗarnassus tú ḃí déanta i gcló?
Cá tír ins an gcruinne i nar oileaḋ tú, a réalt gan ċeó
Le'r ṁian leat mo ṡaṁail-sa ḃeiṫ ag cogarnaiġ leat siar sa róḋ?

An tSiḋeog:—
Ná fiafruiġ díom-sa an ċeist sin, óir ca ċodlaim ar an dtaoiḃ seo de'n Ḃóinn;
Is síoġaiḋe beag leinḃ mé, a h-oileaḋ le taoiḃ Ġráinneóig'
I mbruiġin ċeart na n-ollaṁ bím go follas ag dúscaḋ an ċéoil
Ḃím san oiḋċe ag Teaṁair is ar maidin i lár Tír' Eoġain.

An File:—
Sé mo ġéar-ġoin tinnis gur teastuiġ uainn
Gaeḋil Tír' Eoġain
Agus oiḋrí an Ḟeaḋa gan seaġais faoi líġ
dár gcoṁair—
Géaga glan-daiṫte Néill Ḟrasaiġ naċ
dtréigfeaḋ an ceol,
Is ċuirfeaḋ éideaḋ fá Nodlaig ar na hollaiṁ
ḃeaḋ ag géilleaḋ dóiḃ.

An tSiḋeog:—
Ó tréaġdaḋ na treaḃa ḃí i nEaċḋruim is
faraoir fá'n Ḃóinn—
Slioċt Íre na flaṫa, ḃéarfaḋ fasgaḋ do gaċ
draoi gan ġleó,
Naċ mb' fearr duit ins na liosaiḃ agus mise
le do ṫaoiḃ gaċ neóin
Ná saiġde Ċlann Ḃullaiġ ḃeiṫ ag tollaḋ fríd
do ċroiḋe go deóiḋ?

An File:—
Ċa dtréigfinn do ċuireaḋ ar a gcruinniġeann
na ríġte d'ór
Aċ gur claḋarta liom scaraṁaint le mo
ċaraid tá sa tír go fóill:
An ċéile úd a ṁeallas le mo ṁeallaḋ tráṫ
ḃí sí óg
Dá dtréiginn anois í, naċ fiosaċ duit go
mbeaḋ sí i mbrón.

An tSiḋeog:—
Sé ṡaoilim naċ caraid duit a maireann de do
ġaoltaiḃ beó,
Táir faoḃtaiḋ, gan earraḋ, boċt, bearranaċ,
baoṫ, gan dóiġ:

Naċ mb' ḟearr duit-se imṫeaċt le hainnir na maot-ċroḃ meór,
Ná na tíorṫa ḃeiṫ 'fanóid fá gaċ raḃan dá ndéan tú ceol?

An File:—
A ríoġain ḋeas ṁilis, má's cinneaṁain duit mé mar stór,

Taḃair léagsa is geallaḋ daṁ ar maidin sul má dtéiġim sa róḋ:—
Má éagaim fá'n tSeanainn, i gcríċ Ṁanainn, nó 'san Éipte ṁóir
Gurab ag Gaeḋil cuṁra an Ċreagáin a leagfar mé i gcré faoi ḟóḋ.

Art mac Cuḃaiġ (1715—1773) do ḋein

Méidreaċt (— x — — a — — a — — é — ó) 4.

## 31: IS FADA MÉ 'MO LUIĠE I LUĠṀAIḊ.

Is fada mé 'mo luiġe i Luġṁaiḋ
'Mo sgraiste brúiġte—mo ṁíle cráḋ!
Dúisiġiḋ is cruinniġiḋ na seaḃaic lúṫmar'
'S iomċraiġiḋ an t-úr-ṁac i gcaol na gcnáṁ.

Dís is oċtar a ṫeastuiġ uaim
'Tá 'na luiġe go suaiṁneaċ sa mBaile Nua
Mar a bfuil Máiġréad is Ruaiḋrí 's Brian mo ċuallaiḋ,
'S déantar uaiġ doṁ ar ġar an triúir.

Síntear síos mo ṫaoḃ le Ruaiḋrí
  Mar a ḃfuil mo ċuallaiḋ, Brian Bán
'S tá siad an dís ann 'na luiġe ar uaigneas—
  Cuir idir fuaċt mé 's cor do'n gclár.

Ċa ḃíonn Róis ann nó an dá Éamonn
  Agus ar son Ṁáirġréada, ċar ċlaonaiġ
    páirt;
Tá an dá Ḃriġid ann le taoḃ a ċéile
  'S ċa ḃíonn siad ag éad fá mo ċur san áit.

Is iomḋa petition a ċuir mé scríoḃṫa
  Ó mo ġaoltaí go dtí do ṗáirt,
'S ar ġráḋ na buime d'oil tú a Ċríost,
  Ó's leatsa an díotáil, ná hagair cáin.

A Íosa ṁilis, ná léig-se uait mé
  Mar dream an uaḃair ċuaiḋ ort i dtréas;
Nó le bunaḋ Ifrinn na ndriṫleann gruama
  Aċt taḃair m'anam suas leat go Flaiṫeas
    Dé.

Is iomḋa cúirt agus caisleán láidir
  'Na raiḃ mé ag ráfláḋ 's ag déanaṁ spóirt
Aċ má ṫéiġim go flaiteas, a Rí na ngrása
  Cé'r ḃ'ḟearr mo ṫáṁ mé ná ag déanaṁ ceóil.

Ċa ndearn mé aiṫreaċas ariaṁ mar ċóir daṁ
  Aċ ag déanaṁ ceóltaí ar feaḋ mo ṡaoġail
Aċ anois ó tá mise tréiṫ-lag breóite
  A Ḋia, déan trócaire ar Séamus Ċaoċ.

Séamus mac Cuarta (1677-1732) do dein
Méidreaċt (—x—x—x—ú—,—x—ú—x—á) 2

## 32: uaill-ġuṫ an aoiḃnis.

Ar ḃruaċ na Coille Móire
  Fé ruaḋ-ḃrataiḃ bróin
Do seolaḋ guṫ im ċluasaiḃ
  Ba ṡuairce liom fé ḋó
Ná ceol na cruite ag fuaimint
'S ná glór na lon san uaigneas;
Bé ceol ba ḃinne é im ċuaird liom
  Dá gcuala de'n tsórd.

Ná an ceol do ṫugaid suaiḋ-ḟir
  Tar mór-ṁuir ón Róiṁ,
Ná an spórt do ḋeinid gruagaiġ
  I gcruaiḋ-lios na slóġ,
Ná an ġeoin do leigid cuaċa
Go nuaḋ cois coille i mbruaċ cnuic
'S gaċ brón gur ċuir mo ċuaird díom
  Mur mbeaḋ Móirín beag óg.

Sáiṫe beaċ do luaiḋ linn,
  Ar ṫuairisg a dtreóin,
An foġṁar go mbeaḋ go buarṫa
  'S gan suairceas ag Seón;
Seóirse tar lear dá ruagaḋ;
'S an ċóip do ḃíoḋ go buacaċ,
Gan ór ná bailte buan dóiḃ—
  'S ní truaġ liom a mbrón!

I Srónaill dá mbeinn fuaiġte
  Fé ċruaḋ-lic i gcoṁad
'S an sgeól so ċlos mar ċuala
  Go suanṁar ar seol;

Le fórsa 's neart mo ġualann
An fód go gcaiṫfinn suas díom,
'S mo ṫreo ṫar n-ais ba luaimneaċ
  Fé tuairim an sgeoil.

Liam Dall ó hEifearnáin (fl 1750) do ḋein
Méidreaċt (—ua— — —ó—,—ua — —ó)2.
(— ó — i — ú —) 3.
(— ua — ó).

## 33: An File ar Leabaiḋ a Ḃáis.

Caḃair ní ġoirfeaḋ go gcuirtear me i gcruinn-
  ċoṁrainn !
Dar an leaḃar dá ngoirinn, níor ġoiriḋe an
  ní ḋomsa;
Ár gcoḋnaċ uile, glac-ċumasaċ síl Eoġain
Is tollta a ċuisle agus d'imṫiġ a ḃríġ ar
  feoċaḋ.

Do tonn-ċriṫ m' inċinn, d'imṫiġ mo ṗríoṁ-
  ḋóċas,
Poll im ionaṫar, biorrannaiḃ tríom ḋrólainn,
Ár ḃfonn, ár ḃfoiṫin, ár monga 's ár mion-
  ċoṁgair
I ngeall le pingin ag fuirinn ó ċríċ Ḋóḃer.

Do ḃoḋar an t-Sionainn, an Life, is an Laoi
  ċeolṁar
Aḃainn an Ḃiorra Ḋuiḃ, Brice agus Briġiḋ,
  Bóinne,
Com Loċ Deirg 'na ruiḋe agus Tonn Tóime,
Ó lom an ċuireata cluiṫċe ar an rí coróineaċ.

Mo ghlam is minic, is silim-se síor-dheora,
Is trom mo thubaist 's is duine me ar mí-
  chóthrom;
Fonn ní thigeann im ghoire, is me ag caoi ar
  bhóithribh
Ach fogar na Muice nach gointear le saighead-
  óireacht.

Goll na Rinne, na Cille agus Críche Eoghanacht.
Do lom a ghaile le huireasbaidh ar dhíth córa—
An seabhac aga bhfuilid sin uile is a
  gcíosóireacht,
Fabhar ní thugann don duine cé gaol dó-san.

Fá'n dtrom-lot d'imthigh ar chineadh na rí mórdha
Treabhann óm uiseannaibh uisge go scím-
  ghlórach;
Is lonnmhar chuirid mo shruithibh-se foinseoga
San abhainn do shileas ó Thruipill go caoin-
  Eochaill.

Stadfad-sa feasta: is gar dom éag gan
  moill;
Ó treascradh dreagain Leamhan, Léin is Laoi,
Rachad-sa a haithle Searc na laoch don chill—
Na flatha fá raibh mo shean roimh éag do Chríost.

Aodhagán ó Rathaille do dhein

Méidreacht (au — i — — i — — í ó —) 4.

## 34: go déiḋeanaċ is foebus fá neoll.

go déiḋeanaċ is Foebus fá neoll,
  Ag suiḋe ḋam ar mór-ṡleasaiḃ Máiġe,
gan aon den treiḃ daonna im ċoṁair,
  Is mo smaointe dá seolaḋ ċum fáin;
Taoḃ ris an dtréan-aḃainn ṁóir,
  Do b'aoiḃinn a glór is a gáir,
Cér b'aeraċ mo réim-se is mo ċeol,
  Tig sceiṁle den ḃrón duḃ im ḋáil.

I n-éinḟeaċt tig tréan-stoirm ṁór.
  Im ṫimċeall ar ḃórdaiḃ na tráġa,
Na héin ḃeaga ag tréigean a gceoil,
  Is slíom-ċranna i ngleo-ḃruid 'n-a mbárr;
Tig néall duḃ is spéirling tar cóir,
  Tig caor-lasaḋ is tóirneaċ ós árd,
Na spéarṫa ag daor-ṡileaḋ deor
  Lér líon tuile i mór-ṡruṫ na Máiġe.

Tig scaoṫ na mban aerḋa ós mo ċoṁair,
  Naoi soillse is naoi lóċrainn 'n-a láṁa,
'S dom léir-ṁeas ba ċaoṁ-ċlos fá'n gCóig,
  Na naoi ngut ba ġlór-ġonta cáil;
D'aon-ġut do léigeadar geoin,
  Go neiṁneaċ aṁnósṁar ag ráḋ,
" A Ṡéin ḋil, naċ léan leat ár mbrón,
  Mar slaodaḋ Mac Doṁnaill ċum báis? "

Is é adeir an spéir-ḃruinneal ṁór
  Le ríoṁ Calliópe na gceárd
" Ní d'aon duine i nÉirinn is cóir
  A ċaoineaḋ do ró-ċur ós árd,

Ná a tréiṫe do ṡaor-ċur i gcló'ḋ
  Aċt daoiḃ-se is daṁ-sa a Ṡeain,
Do-ḃéar éirim mo scéil duit ar dtóis
  Is caoin-se é go deor-ḟliuċ im ḋeaġaiḋ.

"Scéal éaċtṁar rug céim tar gaċ sceol,
  Scéal príoṁ-ġonta crólag an cás,
Scéal d'éiriġ tré ġéir-neiṁ an ḃróin
  Lér sínead ár leoṁan ar lár;
An t-aon de treiḃ Ġaeḋil Ġlais do ḋeoil
  Mo ċaoin-ḃrollaċ eolaċ gaċ lá,
Ṫug féiṫ agus réim dó i ngaċ ród,
  Tar saoiṫiḃ na hEorpa go lán.

"Glé-ḃile aonda mo stór
    Do b'aoirde i mór-inis Fáil,
Do ṡaoṫruiġ na béasa gan ċeo
    Is nár scríḃ aċt ar ṁórḋaċt gaċ máil,
Ar ċéimiḃ 's ar ṫréiṫiḃ na dtreon
    I bfíoḋ-inis Fódla rug bárr,
Ba ġéar-ṫuigseaċ aeraċ san gceol
    'S ba príoṁ-ċoinneal eolais don dáiṁ.

"Éigeas is céir-ḃeaċ na n-eol,
    Ár bpríoṁ-file óirḃeartaċ árd,
Do réiḋfeaḋ gaċ daor-ċeist gan tóḃḃaċt
    Dár scríoḃaḋ i n-eolas na ḃfáiḋ;
Fear gléigeal ba ṫréiṫeaċ ceart cóir
    Ba ḋílse don ċoróinn ċirt gaċ lá
Anois éiġim ort-sa, a Aon-ṁic na gcoṁaċt
    Doṫ naoṁ-ḃroġ go seolair ár Seán."

An Feart-laoi.

Id ċlúid atá, a láin-leac, 's is brón don tsluaġ
Fear súgaċ sáiṁ sár-oilte ag seolaḋ suaḋ,
Ba ċlú do ḋáiṁ árd-Inis Fódla, uair
An fionn-ḟlait, Seán Cláraċ mac Doṁnaill uais.

Seán ó Tuama (1706-1775) do ḋein

Méidreaċt (— é — — é — — ó, — i — — ó — — á) 4.

## 35: caoinfead féin má tig liom.

Caoinfead féin má tig liom
Mo ċlann ċroiḋe gan ṁío-rún,
Ós mé do ċaill iad seaċ cáċ
Caoinfead iad go díombáḋaċ.

Lag mo ċongnaṁ ag teaċt do'n Ċáisc,
Do ġoin mo ċroiḋe le huaṫḃás,
Im' aonar i n-iarṫar Fáil,
'S gan neaċ dom' ġaol im' ċoṁḋáil.

Ós éigion dom tré tuirse cléiḃ
Tionsgain caoi le hiar-ḃéil,
Is tinn atá mo ċeann anoċt,
Mo ġuṫ is fann gan fortoċt.

Ní truaġ bean ag caoine a céile,
Ná fear ar díṫ bain-ċéile;
Is truaġ mé mar éan gan nid
Tar éis na n-óg ná mairionn.

Nó mar ġéis le sleasaiḃ tonn
Ag cantain ceoil le neaṁ-ḟonn,
Ar dteaċt do'n ḃás fá n-a déin
Canann ceol buḋ truaiġṁéil.

Canfad-sa lem' ré go bráṫ
Ceol naċ binn gaċ aon lá;
Ó ṫárla go cráiḋte fann,
Caoinfead féin mo ċaoṁ-ċlann.

Creaċ liom Ceallaċán i gcill
Taoḃ re Cormac cneis-ṁín,
Anna as Máire mo ṡearc,
Mo ṫruaġ fá lic i n-éinfeaċt!

Ba ḃinn liom a nglór lem' ṫaoḃ
As iad ag riṫ i n-aon-raon;
Cé ḃéaras dam fáilte nó póg
Ós marḃ iad fá aon-ḟód.

Muna ḃféaċainn do Ċríost ar Niṁ
Do fuair ó Iúdaiḃ aiṫis,
Do leanfainn iad gan ṁoill fá'n lic,
Nó ḃéinn ar baois d'á n-éiric.

Ar ḃfaicsin Lasarus san uaiġ
Do Ċríost féin an ċéad uair,
Do ḋoirt frasa déar annsin,
Cé'rḃ fada a ġaol ó'n té sin.

Níor féad Muire Máṫair Dé
Ar faicsin a Mic d'á oilḃéim
Gan caoi go déaraċ ó ċroiḋe—
Ní nár daṁsa m'faillige.

Is mé do ċaill mo ġéaga gaoil,
Is mé do creaċaḋ ar éin-tsliġe;
Im airgteaċ i bpéin, monuar!
Is mé d'á n-éis an treas truaġ.

Mó do ṡaoileas ar dteaċt i n-aois
Mo ċlann im' ṫimċeall go mbéidís,
'Ná a n-aon-dul go luaṫ i gcill,
As mé d'á n-éis ar neiṁ-ċríċ.

Is truaġ dóiḃ do ṫréig mo ṗáirt
As d'imṫiġ uaim i n-aon-dáil;
Nár leig liom túis na sliġe
Ós mé do rinn na peacaiḋe.

D'imṫiġ uaim mo ġné as mo neart,
Atáim gan ċéill, gan toirḃeart,
Ní heagal liom an bás dom' ḟios,
Tar éis na n-óg do ċaillios.

I n-am suain, i meáḋon oiḋċe
Is boċt ḃím ag éagcaoine,
Mo ċlann ós mo ċoṁair ag teaċt.
D'á iarraiḋ orm gluaiseaċt.

Do ċím iad san oiḋċe ṫall,
Ní scaraid riom i n-aon-ḃall,
Bíd im' ḋiaiḋ amuiġ 's istiġ
Go leanad iad fá'n mbéillic.

Is comaoin dóiḃ teaċt im' ḋáil,
Is ionṁain liom a ngrian-scáil,
Is gearr go raċad leo san tsliġe
Le toil naoṁṫa an Áird-Ríoġ.

Féiḋlimiḋ mac Cárṫa do ḋein
Méidreaċt deiḃiḋe (neaṁ-ċruinn).

## 36: Táim Sínte ar do Ṫuama.

Táim sínte ar do ṫuama
  Is do ġeoḃair ann do ṡíor mé;
Dá mbeaḋ bárr do ḋá láṁ agam
  Ní scarfainn leat coiḋċe—
A Uḃaillín is a Annsaċt
  Is am doṁ-sa luiġe leat;
Tá bolaḋ fuar na cré orm,
  Dat na gréine 's na gaoiṫe.

Tá cló ar mo ċroiḋe-se
  Atá líonta le gráḋ ḋuit,
Lionnduḃ ar taoḃ ṫíos de
  Ċoṁ ciar-ḋuḃ le háirne.
Má ḃaineann aon ní dom
  'S go gclaoiḋfeaḋ an bás mé
Beaḋ-sa im ṡiḋe-gaoiṫe
  Roṁat ṫíos ar na bánta.

Nuair is dóiġ le mo ṁuintir
  Go mbím-se ar mo leabaiḋ,
Ar do ṫuama seaḋ bím sínte
  Ó oiḋċe go maidin
Ag cur síos ar mo ċruaḋtan
  'S ag cruaḋ-ġol go daingean
Tré mo ċailín ciúin stuamḋa
  Do luaḋaḋ liom 'na leanḃ.

Bíonn na sagairt 's na bráiṫre
  Gaċ lá liom i bfeirg
Do ċionn beiṫ i ngráḋ leat
  A óiġbean is tú marḃ.

Ḋéanfainn foscaḋ ar an ngaoiṫ duit
Is díon duit ón bfearṫain;
Is é cuṁa géar mo ċroiḋe-se
Tú beiṫ ṫíos ins an dtalaṁ!

Ní fios cé ḋein.

Méidreaċt (— x — — í — — í — — á —) 4.

## 37: Triaṁuin na Máṫara fó'n Leanḃ.

Naċ mairg daṁ ad'éis,
A leanbáin na gcraoḃ!
Naċ ndeaċaiḋ mé ar teiċeaḋ leat,
A leanbáin mo ċléiḃ!
Nuair a ṫáinic siad go nḋíṫ (?)
Uċ! nár noċt mé mo ċlí,
I ndúil go maoṫfainn iad,
A leanbáin mo ċléiḃ!

Ḃí aoiḃ ort le do náṁaid,
A leanbáin na gcraoḃ!
Ḃí aoiḃ ort le do ṁáṫair,
A leanbáin mo ċléiḃ!
Is cuṁain liom do ġáire
Nuair a stiallaḋ ó mo láṁa tú,
D'aiṁḋeoin do ċáile-se
A leanbáin mo ċléiḃ!

Cá ndeaċaiḋ ár gcáirde
A leanbáin na gcraoḃ!
Táid 'na luiġe gan áird,
A leanbáin mo ċléiḃ!

Táid uile ins an uaiġ—
Na curaiḋ ċalma ċruaiḋ'
Ḋéanfaḋ ár an tsluaiġ ḋuit
  A leanbáin mo ċléiḃ!

Ṫoll siad do lár-sa,
  A leanbáin mo ċléiḃ!
'S tú in mo láṁa
  A leanbáin na gcraoḃ!
Do goineaḋ mo ċlí
Óir ċuaiḋ an gaṫ go nḋíṫ
'S do ling fuil do ċroiḋe
  A leanbáin mo ċléiḃ!

Do ċonnacas do ḋaor-ṗian
  A leanbáin na gcraoḃ!
Ní aiṫrisim mo ṗian-sa
  A leanbáin mo ċléiḃ!
Do ṫroid mise leo—
Níor ṡuim liom mo ḃeo,
Ṫógfainn bás sa ġleo,
  A leanbáin mo ċléiḃ!

Do ċeangail siad le crann mé
  A leanbáin na gcraoḃ!
Ionnus go ḃféaċainn d' an-ċruṫ
  A leanbáin mo ċléiḃ!
Ḃí tú ar ḃárr an ṗíce
'S do ċuala mé do ċaoi-se
'S do réab sin mo ċroiḋe-se
  A leanbáin mo ċléiḃ!

Peadar Ó Doirnín (1704 — 1768) do ḋein.
Méidreaċt (— x — — — é, — a — — é) 2.
(— x — — — í) 3.

## 38: Caoineaḋ Ṁuire.

" A Ṗeadair, a Apstail, an bḟaca tú mo ġráḋ geal?"
(M'oċón agus m'oċón ó!)
" Connaic me ar ball é i lár a náṁaḋ"
(M'oċón agus m'oċón ó!)

" Gaḃaiḋ i leiṫ, a ḋá Ṁuire, go gcaoiniḋ siḃ mo ġráḋ geal"
(M'oċón agus m'oċón ó!)
" Céard tá le caoineaḋ againn muna gcaoinimiḋ a ċnáṁa?"
(M'oċón agus m'oċón ó!)

" Cé hé an fear breáġ sin ar ċrann na páise?"
(M'oċón agus m'oċón ó!)
" An é naċ n-aiṫniġeann tú do Ṁac, a Ṁáṫair?"
(M'oċón agus m'oċón ó!)

" 'S an é sin an Maicín d'iomċuir mé trí ráiṫe?
(M'oċón agus m'oċón ó!)
" Nó an é sin an Maicín do rugaḋ san stábla?
(M'oċón agus m'oċón ó!)

Nó an é sin an Maicín do hoileaḋ i n-uċt Ṁáire?"
(M'oċón agus m'oċón ó!)
" Éist, a Ṁáṫair, is ná bí cráiḋte"
(M'oċón agus m'oċón ó!)

" 'S an é sin an casúr do ḃuail tríot na tairngní?
(M'oċón agus m'oċón ó!)

Nó an í sin an tsleaġ do ċuaiḋ trí do lár ġeal?
(M'oċón agus m'oċón ó!)

Nó an í sin an ċoróin spíonta ċuaiḋ ar do ṁullaċ áluinn?"
(M'oċón agus m'oċón ó!)
"Éist, a Ṁáṫair, is ná bí cráiḋte."
(M'oċón agus m'oċón ó!)

"Éist, a Ṁáṫair, is ná bí cráiḋte:
(M'oċón agus m'oċón ó!)
Tá mná mo ċaointe le breiṫ fós, a Ṁáiṫrín.
(M'oċón agus m'oċón ó!)

"A ḃean atá ag gol, de ḃárr mo ḃáis-se
(M'oċón agus m'oċón ó!)
Beiḋ na céadta indiu i ngáirdín Ṗárrṫais!"
(M'oċón agus m'oċón ó!)

Ní fios cé ḋein.

Méidreaċt (— x — — x — — x — — á —)

## 39: Duan Ċroiḋe Íosa.

Gile mo ċroiḋe do Ċroiḋe-se, a Ṡlánuiġṫeoir,
Is ciste mo ċroiḋe do Ċroiḋe-se d'ḟaġáil im' ċoṁair;
Ós follus gur líon do Ċroiḋe dom' ġráḋ-sa, a Stóir,
I gcoċall mo ċroiḋe do Ċroiḋe-se fág i gcoṁad.

Ar ḟuilingis trínn-ne, a Rí ġil árd na gcomaċt,
Ní tigeann im' smuainte a ṡuiḋeaṁ ná tráċt i
 gcóir,
'S gur le goraḋ-ġoin niṁe do Ċroiḋe is do
 ċneaḋ-sa, a Stóir,
Do ḃrostuiġ na mílte saoi go sáṁ i gcoróin.

A Aṫair, is a Íosa ḋíon led' ḃás mé beo,
'S do ḋealḃ mo ġnaoi gan críoċnaḋ ceárd id'
 ċlóḋ,
Naċ danarḋa an gníoṁ, a Ċríost, nár ġráḋas-
 sa fós,
Aċt gaċ uile níḋ 'n-a mbíoḋ do ġráin do'n
 tsórt.

Ar ṡealḃuiġ Maois dod' ḋliġe-se i bpáirt an
 tslóiġ,
Dob' annaṁ mo ċroiḋe-se síteaċ ná sásta leo,
Aċt fala agus fraoiċ-niṁ, craois is cárnaḋ
 stóir,
Le heasmail gaċ n-aoin 's na mílte cáin ba ṁó.

Le haturse ċnaoiḋte faoi n-a ndearna geoḃad
Taisteal gaċ tíre i gcríoċaiḃ Áilḃe is Eoġain,
Ag aiṫris mo ġníoṁarta 's ag caoi le gárṫa
 bróin,
'S ag screadaiġ go scíosṁar tríd, ag tál na
 ndeor.

Nuair ċasfad-sa arís led' ġuiḋe-se, a ḃláiṫ
 na n-órd,
Fá ṫearmuinn Ċríost is díon a ġrás im' ċoṁad,
Béiḋ garḃ-ċnuic fraoiġ na líog do ċráḋaḋ mé
 roṁam,
'N-a maċairí míne síoda 's 'n-a mbánta sróil.

## An Ceangal.

Ar fán cé ḃís-se, a Rí ġil naoṁṫa ó Neaṁ,
Go cráiḋte trínn-ne, i sliġe nać léir a ṁeas,
Do ġráḋ-sa, a Ċríost, níor ṁaoiḋis gur réab an tsleaġ
Árus dín id' Ċroiḋe do'n tsaoġal ar fad.

Taḋg Gaeḋealaċ ó Súileaḃáin (d'éag 1795) do ḋein.
Méidreaċt (i — — í — í — á — ó) 4.

# Foclóir agus Ainmneoir

(2).
biaḋ, beiḋ.
caoinċe, melody, some kind of bird.
dreolán, wren.
meantán, tit.
teampáin, tympanum.
annsaċt, love.
fearáin, turtle-doves.
truideog, starling, stare.
sacán, fieldfare.
silleaċ, steadfastly.
gearr-guirt, corn-crake.
frat, farat = leat.
téagar, "my love."
crotaċ, curlew.
naosca, snipe.
maoscail, dipping.
drúiċtíní, snails.
buḋ, future tense "is."
báiḋeaċ, affectionate.
spíonaḋ, plucking, plundering.
corr-ṁóna, crane.
punán léana, bittern.
sméideaḋ, winking.
driṫlíní, sparkles.
doḃráin, otters.
coṁspairn, wrestling, contending.
peasún, pheasant.
snag, woodpecker.
smallóg, tap.
daróg, young oak.
oil eoil, an exclamation.
caṫaċ, term of endearment.
éaraḋ, refusal.
áilleán, darling.
driṫleaċ, sparkling.

(3).
Cnoc Ċéin ṁic Cáinte
cnoc 2 ṁíle taoḃ ṫuaiḋ de Ḋún Dealgan.
tuataċ, laity.
duas, toil, trouble.
uaiṁ, cave.
búr, boor.
clúid, corner.
péire cardai, set of wool-carders.
dúsgaḋ, awakening you.
ḋúblas, you who double.
cuṁa, grief.

raoġa, roġa, choice.
aṫraċ, change, anything else.
séanaim, deny, hide the truth.
méad, mead.
brian, hare.
luaimneaċ, swift.
bearnaċ, gap-toothed.
smaolaċ, smólaċ.
suailceaċ, cheery.
áltan, woods, wooded glens.

(4).

báinseaċ, lawn.
Loċ Gréine, L. Graney Co. an Ċláir.
ioġar, horizon.
seiṫleaċ, weak, miserable old man.
scuaine, long line, procession.
ḃfuaid, among them.
péirse, perch.
táirr-ḃreac, speckle-bellied.
tolgaċ, strong.
eilit, doe.

(5).

Aṫ-Ċinn, Headford.
rágaċ, roughly.
saoġad, arrow.
casgairt, storm, rain and snow.
bris, failure, ruin.
pléaraca, revelry.
ord, sledge.
cam-stoc, twisted trunk.
mása, hip, trunk.

(6).

biolar, watercress.
triopallaċ, clustering.
glúineaċ, knotted.
corcóga, hives.
meas, fruit, produce.
soċair, milk.
corraḋ, leaping over the weirs.
feór, féar.

(7).

anacair, distress.
caḃartaċ, in the help-giving time of Easter.
corn, cup.
fiar, twist.
anairt, canvas.
síoganta, neat trim.
crón, dark-red, swarthy.
Daoileann, a rock in Blacksod Bay.
slinnteog, shingle, chip of slate; "I would not give a cent."

(8).
Aoḋaireaċt, we would have to take care of the ship.
cáṫaḋ, scattering the spray.
cúrsaí, reefs taken in.
a'inn, againn.
faillíġe, no time for carelessness.
feoċan, tempest.
géim, roared.
goireaċt, how near.
criú, crew.
dearcaḋ, staring.
stróicṫe, torn.
gar, where's the use in avoiding it.
údaiġ, úd.
ná ṁaid, the Revenue officers.
luċt, cargo.
earrainn, ship's turned timbers.
glún, knee, a piece of metal or timber connecting the beams with her sides or timbers.
bultaí, bolts.
cóir, favourable wind.

(9).
suail, swell.
sáṫ', let him thrust.
cnagaḋ, straining.
cúrsa, a drawn course.
anairt, canvas.
lin, sail.
alpaḋ, devour.
ṫaise, it was no exception.
duiḃeagán, abyss.
calma, calm.
agairt, imploring.

(10).
tábaċt, little importance.
creaċ, spoils, the drowned
gléas, wedding dress.
íoḋbairt, sacrifice.
cliaṫ, harrow, loom.
bréanra, fallow land.
loċ, not by lake or sea, but by.
anrait = anairt, linen.
liaċtaí, so many.
buinneán, sapling, young girl.
loscaḋ, destructive burning.
sgallaḋ, scalding.
spéireaṁail, beautiful.

(11).
goire, when the cuckoo calls.
traona, corncrake.
cumainn, friends.
teann, strength.
lann, sword blades.
éaċt, great exploits.

curaiḋ, knights of the woundings.
fíoróċtar, prove true.
on, splendid, noble.
lomaḋ, stripped bare.
seargaḋ, languishing.

(12).
amarrán, misfortune.
feirc, tilt.
foiréigean, great difficulty.
farránta, bold.
fataḋ, offence.
sméid, smile.
ḃearraḋ, used trim.
muime, mamma.
cáirt, quart.
táille, reckoning.
féirsge, flurry.
gearrán, a carrier's nag.
Maoġnuis, sons of Magnus = country people.
meacain, parsnips.
meaḋg, whey.
treiġid, pang, gripe.
plocóid, bung, stopper.
taomnaċ, sick.
lastrom, butt of the fair.
fiaraḋ, veering.
gréiṫre, goods, wealth.
reic, giving out, selling.
ceaṫraṁan, quatrains, verse.
druaḋ, poet.

ráig, frenzy.
gorrai, hot attacks.
geoin, clamour.
caorṫainn, fury.
danaid, he did not trouble about.
dailtín, cabin boy.

(13).
cártai, quarts.
duiḃṫin, gloom.
siamsaṁail, merry.
i ngeall, in pledge.
fáisgfaí, would be riveted.
barr-iall, thongs.

(14).
siogaiḋe, vision.
dias, two chiefs.
séadaiḃ, jewels.
éagnaiġ, the cause, the lament.
maoilinn, bare brow.
braoiḋte, eye-brows.
meoḋan, midst her hair.
uaill, a wail.
maoiṫeaḋ, outcry.
canntlaṁ, lamentation.
i ndaingean, baffled.
mearḃall, puzzled.
pór, race.
daor, slave, churl.
coir, crime.
toice, wealth.

ṫóḃaċt, cause.
éiriciġ, heretics.
feanntar, are flayed.
ingréim, harrying.
Dúileaṁ, Creator.
déid-ġeal, of white teeth.
péacaċ, queenly.

(15).
ainnir, maiden.
gaor, approaching me.
malaí, eyebrows.
maoiḋeaṁ, announcing.
díoġrais, zeal.
ró-ḟearc, great love.
aiciḋ, affliction.
faoiseaṁ, relief.
cneas-ċlí, fair breast.
dragain, dragons.
gnúis, sorrow on her face.
scíos, weariness.
gó, a lie, undoubtedly.
iarsma, remnant (subject to every dog).
spreas, "she will be alone."
búiḋ-ḃean, kindly woman.
mionla, mild.
túrnaḋ, were overthrown.
lonnṁar reaċt, strong to rule.
foġlaċ, ⁊c., whose grasp in fight was plundering.
géill, hostages.
fó seaċ, each separate.
fiara, wild.
gainṁe, sand-laden.
táinte, hosts.
gean, smile of affection.
gruaḋna, cheeks.
duḃ, ⁊c., gloomy is their covering.
a rún, ⁊c., that the lover she cherished was dead.
ċorruiġ, ⁊c., her form trembled.

(16).
guirm-ruisc, blue eyes.
rinn-uaine, green speckled.
friotal, speech.
deirge, ⁊c., red and white were found in her glowing cheeks.
caise, curling.
ruiḃe, rib of hair.
ḃaineas, ⁊c., which robbed the brilliance from the earth.
iorraḋ, ornament.
ḃruinn ḃuaċaiġ, swelling bosom.
geineaḋ, which was formed.
geineaṁain, at her birth.
rí-dulgas, his by kingly right.
druinge, of the people.
rinn-ruagairt, driven him out.

laoiḋṫiḃ, lays.
fíor-uaṁan, sheer terror.
leiṁe, folly.
cruinn-tuairim, near her.
cime, prisoner.
snaiḋmeaḋ, I was bound.
goirm, invoking.
furtaċt, to aid.
ḃíoḋg, sprang up.
bruinneal, maiden.
'na luisne, in a flash.
bruiġin, fairy mansion.
mire, in a mad race.
luaimneaċ, high-beating.
mongaiḃ, meads.
slím-ruaiḋtiġ, bleak moors.
tinne-ḃroġ, strong mansion.
druaḋa, druids.
sgige, mocking laughter.
gruagaċ, wizard.
sioscaiṫe, trim.
geiṁeal, bonds.
bruinniḃ, ⁊c., "to my maiden clung a clumsy lubberly clown."
cuiḃe, fitting.
slibire, gaunt awkward fellow.
slioċt, ⁊c., of the race of Scot.
caoin-nuaċair, fair spouse.
fíor-uaiḃreaċ, through wounded pride.
sileaḋ, ⁊c., tears flow down.
life, copiously.
coimirc, to protect me.
turrainn, fall.
soillseaċ, brilliant maid.
muirneaċ, loveable.
mioċair, fair.
aḋarcaċ, a horned fellow.
mioscaiseaċ, malicious.
cóirneaċ, croaking.
fuireann-duḃ, with a black crew.
leoġain, heroes.

(17).

ríoṁtar, is told, recited.
ar séan, happy, profitable.
uaṫaḋ, in want.
caoṁ-ċneas, fair surface.
saoḃaḋ, darkness, confusion.
spéirling, storm.
séis, melody.
uaim, verse alliteration.
béiṫe, maids.
ṫéarnuiġ, stole away.
gas, scion.
teascaḋ, slaying.
tuargan, chastising.
cúrsaċ, flowing (of hair).
dlaṫaċ, arranged in locks.
búclaċ borr, exuberant ringlets.
feacaċ, curling.

beárnaḋ, who used breach fortresses.
fiúntaċ, worthy.
cáiġ, noble.
go dtí, may he go.
táinte cárt, quarts in abundance.
cáim, fault, blemish.

(18).
anfaḋ, by the storm.
suḃaċ, joyful.
crú, race, blood.
taise, no exception.
mire, mad with joy.
dearca, eyes.
faraire, champion.
scoltaḋ, cleaving.
créaċt, wounds.
claon, perversity.
cuireaḋ, let him bring.
báire, game.
séin, to a prosperous end.

(19).
fearaḋ, it happened.
árd-ḟuil, noble blood.
loingseaċ, fleets.
leaḃar-ḃarc, long ship.
luaḋail, in motion.
meirgiḃ, ensigns, standards.
leirg, track.
ḋío-ċur, expel.
ḋearḃ, as evidence.

ṫarngair, prophesied.
aṫaċaiḃ, churls.
carrḃas, carouse.
poimp, pomp.
cuaine, ⁊c., race.
éirliġ, confiscating, destruction.
craoiseaċ, spear.
treoir, help, guidance.
díleann, flood, ocean.
taoidṁear, tidal, fluctuating
cíocraċ, eager.
bascaḋ, destruction.
cartaḋ, oust, expel.
fioġair, form, array.
ceapa, leaders.
maoilinn, bare hill-top.
caismearta, fights.
guaise, of danger.
aon-toirt, one phalanx.

(20).
leonuiġ, wounded (my strength).
bonnaire, runner, King James.
fiaḋ-ṗuic, roe-buck, Englishman.
fáin, wandering.
turraic, with a rush.
máḋ, trump at cards, the Pretender.
ċuir . . . ġnáis, which kept him from his haunts.

éimig, declined.
córaid, yoke of cattle.
fuiṫin, shelter.
cuingir, team of horses.
anḟoġ, misery.
siollaire, striker, smiter.
deaġ-ċumainn, good company.
caoṁna, companions.
turcaċaiḃ, Turks, tyrants.

(21).
cuṁa, my grief was unrelieved.
suġaċ, merry though I used be.
bruiġ, mansion.
marḃ, the dead who had died was alive.
carḃus, carouse.
macra, youths.
branndа, brandy.
bearaiḃ, spits (for cooking).
craos, riotous drinking.
Taḋg an Dúna, of the McCarthy family.
drong, crowd.
spallmaiḃ úra, cold flags.
leaġaḋ, melting.
sanas, knowledge, hint.
fann, inhospitable (weak).
deoruiḋe (here) stranger.
riar ar, serving meat and drink.
muirear, family.
dáiṁ, poets.
curaḋ, knight, champion.
fallsa, false.
Tóċair, Togher, near Dunmanway, Co. Cork.
(22).
ciaċ, grief.
diacraċ, violent.
dúr, hardened.
taisteal, since foreign demons have journeyed.
ceartas, whose right was.
fa ndeara, caused.
cliar, poets.
fiail-teaċ, guest-house.
marcraiḋe, horsemen.
beanna-ḃruġ, turreted mansion.
ciar-ṫuilte, black-flooded.
madraíḃ úisc, otters.
Ealla, Duhallow.
triair, leadership.
triaiṫe, of a prince.
d'aistriġ, the deer has changed his noble form.
neaduiġ, nestled.
Rúis, of Ross.
seaċnaid, the fish avoid.
grian-tsruiṫ, the sunlit stream.
caise, waterway.
Dairinis, Valencia in the west.

úir, noble.
síodać, peaceful.
subać, merry.
seana-rosc, withered grey-browed eyes.
ceaćtar, either.

(23).
taiscigiḋ, guard.
coigilt, in close keeping.
criaiḋ, of clay.
stollaire, strong robust churl.
gaisge, valour.
gliaġ, gleo, battle.
coscairt, prosecute.
ceann-árd, high turreted.
iaḋaḋ, enclosed.
Eatarla, Glen of Aherlow.
fosaiġ, fenced.
osna, sighs.
donán, miserable wretch.
golairt, weeping.
scaṫán, bush, tree-branch.
fiar, crooked, warped.
sailm, psalm.
doćma, reluctance.
díombáiḋ, grief, regret.
loscaḋ, burning you.
Cocitus, Hell.

(24).
ollapiast, reptile, monster.
mursaire, tyrant.
meaḃruiġ, planned.
gaingid, deceit.
gó, falsehood.
samail, a stone like this.
pór, race.
éaćt, his death is no loss.
boćt, not the poorer for it.
aćt gur, seeing that.
iomda, many dead did this man kill.
liog = leac, tomb-stone.
mairg, woe to this dead man.
marḃ, dead is he who killed these dead people.
iompuiġ, changed his ways.
Acheron, Acheron, Hell.

(25).
deacrać, hard, sore.
anacair, calamity.
gnaoi, affection.
spíd, he did not disdain.
soilḃ, pleasant, agreeable.
seol, loom.
a haon, ⁊c., 1788.
groiḋe, fine, generous.
ríoġaćt is mó, Hell.

(26).
óinmid, fool, witless one.
díoġrais, zeal.
tar m'eolas, unknown to me.

cnómar, nutty.
líon-riṫ, great distress.
mórḋṁarac, refined.
gnaoi, countenance.
coiṁeascar, contending.
trilseaċ, plaited.
bé, maiden.
braoiṫe, eyebrows.
teiṁeal, fault, blemish.
beo-ġuin, mortally wounded.
treoir, vigor.
feaċt, a time.
ḃíoḋgas, I started up.
seal = sealad = once.
feorainn, green sward.
aoil-ċneis, fair-skinned one.
díoscaḋ, were drained away.
fúig = fág.
dligiḋ, who imposed as a law.
beann, hill.
réics, kings.
mir-ċeannas, part-kingship.
pléiḋ, struggle.
dúr-ċreimeaḋ, sullenly-gnawing.
cóirniġ, ospreys, invaders.
rúscaḋ, routing.
crón-ḃoc, swarthy bucks.
crú, blood.
caṫaċ, sorrowful.
scópṁar, long-reaching.
ceárfaċ, nimble.
cartaḋ, overthrow, drive out.
ċlaoiḋfinn, I would subdue, soil.

(27).

gaorṫa, wooded glen.
ionnsuiḋe, approaching me.
céiḃ, ciaḃ, hair.
scéiṁ, beauty.
fonnsa, hoops, rings.
maorḋa, stately.
maiseaċ, elegant.
caoṁ, fair.
dreaċ, countenance.
glinn, pure, clear.
déid, teeth.
dlúiṫ-ċír, in close order (comb).
dlúṫuiġeaḋ, embraced.
lúṫ, struggle.
ṁaoiḋim, which I mention.
séadṁar, rich in ornaments.
mala, eyebrow.
leaḃair-ḃíop, slender throat.
géis, swan.
búċ, buaḋaċ, joyous.
cionnsaiḋe = ceannsa, beloved.
móid, oath.
ionntaoiḃ, trust.
gaor, close to you.
bé, maiden.
géill, yielding.

éigean, the violence (of battle).

póit, drink.

umhluigeadh, who used descend.

smúit, mist.

gó, deceit.

créachta, wounds.

slaod, swarm.

deol, draining me dry.

réidhfidh, he will settle.

feodh, decay.

trú, wretch.

púicín gan, without hood, openly.

treascair, overthrew.

lionntaidhe, strong drink.

(28).

léan, woe.

teascannaibh, tasks.

tláth, weak.

suadh, seer, poet.

anacra, distress.

lonna-bile, strong champion.

cuthaig, of fierce rage.

brolla-stoc, fair stock, race.

canntlach, sorrowful.

easbaidhteach, in need.

cam-sprot, perverse rabble.

fealbuig, who possessed.

ganguid, deceit.

samhairle, churl.

sméirle, clowns.

féan, denied.

sliocht, crooked generation.

smáil, stain of sin.

suan-bhriocht, magic sleep.

buacach, gay.

téarnamh, approaching.

dréimreach, in long wisps.

camarsach, twisted.

bachallach, curled.

druite, draoite, druids.

gaete, darts.

fararire, strong brave man.

daor-chreathaibh violent tremblings.

séis, strain of music.

baoth, foolish.

snuighte, finely drawn.

réalt-dhearc, starlike eye.

seanga-chruth, of graceful shape.

léanadh, undefiled by wantonness.

leabhar-chrobh, long pliant hand.

beartadh, designed.

griosuig, incited.

truip, troops.

mascalach, maiden.

ana-bhruid, in great depression.

dá dhruim, from which cause.

uaille, making lament and mourn.
luaḋais, of all those you named.
táin, company.
árd-Mhac, the noble Son.
peannaid, pain.
danaid, I do not pity.
aicme, race, gang.
ama, yoke.
tuar, presage and prophecy.
sceimhle, rout.
práḋainn, need, haste.
c l o i ḋ t e = claiḋmhte, swords.
ailp, stout, well-fed one.
Páis, Passion, here Fridays.
aite, pleasanter.
cnead, groan.
reacaireacht, sport, pastime.
féar-leagaḋ, mowing hay.
reamhar-ḃoc, f a t b u c k, Englishman.
séad, seod, jewel.
túrnaḋ, were tormented to death.
spéirling, v i o l e n c e o f conquest.
fionntar, risk, struggle, venture.
lachtmar, copious.
gréagach Grecian.
gnúis-ġeal, o f b r i g h t countenance.
céimeach, dignified.
thúirling, alighted.
sladdaḋ, flowing in loose tresses.
claon, loving.
aiteasc, recited.
spreagaireacht, playing.
samhail, like.
fraoch, rage.
dearaḋ, used draw, design.
béir, bears.
caismirt, contention.
ealta, flock of birds.
clúid, rightly proportioned.
searg, grew withered.
cúthail, shy.
aitcheas, I entreated.
agaill, discourse.
charas, I loved.
puḋair, loss, mistake.
an t-an, when.
greannuiġ, who loved.
gnéite, forms.
maoḋm, destruction.
cionnta, through no fault of yours.
triúch, district.
ama, yoke.
gailteann, fair lady.
lúb, cunning.
gaige, coxcomb.
fasc, shelter.
crú, blood, race.
caise, stream of blood, sea.

úrla ar, by hair of the head.
scagad, was sprung from.
réacsa, kings.
dearb, certain.
tréimse, once you were wed to me.
éachta, the sorrowful events.
ionnraic, noble.
meabail, bards call me deceitful Eire.
méirdreach, a wanton.
claon, perversity.
fiúntach, worthy.
sciúrdas, I fled quickly.
complacht, company.
amhas, mercenary.
beatha, estate.
gaile, warrior.
targair, prophesy.
treasach, in battalions and troops.
lannmhar, ⁊c., strong, valiant, heroic.
méith-boc, fat-buck (English).
galla-bonncach, of foreign manners.
scanad, By scanning each tale.
umhlad, within which they must submit.
ceapad, determine upon a change of manners, hate it though they may.
tionnsclais, you planned.
beir, which caused them.
dubh-smacht, sad bondage.
brúideach, beastly.
teagmhas, I met.
aiste, they will send me a poem.
lachtad déar, shedding of tears.
dallad dúr, blinded and dulled.
Tá dá béarsa de cheangal ná fuil agam anso.

(30).
Creagán, Creggan, South Armagh.
grios-ghruad, glowing cheek.
gartha, shapely.
loinnear, lustre.
ciab, hair.
iocshláinte, balm.
tréagdad, for whom hosts were slaughtered.
Grainneog, Moate, Westmeath.
Oighri an Fheada, heirs of the Fews.
seaghas, joy.
Niall Frasach, Monarch of Ireland, 758-765 A.D., so called from three miraculous showers of rain that fell during a famine.

Ír, son of Milesius.
Clann Ḃullaiġ, Williamites, English.
saiġde, arrows.
claḋarṫa, cowardly.
faoḃṫaiḋ, destitute.
bearrnaċ, wretched.
maoṫ-ċroḃ, soft shapely fingers.
fanóid, jeering.
raḃan, rhapsody.
léagsa, lease.
Manainn, Isle of Man.
Éipte, Egypt.
ċa = ní.

(31).
Luġṁaḋ, the Earl of Louth wished the poet to be buried beside his own vault in Louth.
sgraiste, idler.
ṫeastuiġ, died, departed.
Baile Nua, Newtown-Bagenal in Cooley.
Ruaiḋrí, Brian Bán, two of his four brothers.
Róis, one of his four sisters.
cuallaiḋ, companion.
ċlaonaiġ, declined, violated.
páirt, love.
díoṫáil, indictment.
agair, exact.
tréas, treason, treachery.

driṫle, flash, spark.
táṁ, I may as well make music as be idle.

(32).
Coill ṁór, Kilmore, Aherlow.
fuaimint, resounding.
gruagaiġ, wizards.
sáite, swarm.
treoin, seeking after their leader.
luaiḋ linn, who told me.
Seón, John Damer, usurer and planter.
cóip, company, gang.
Srónaill, Shronehill, Tipperary, Liam's birth-place.
luaimneaċ, speedy, nimble

(33).
goirfeaḋ, I shall call.
goiride, anything the nearer.
codnaċ, chief, captain.
glac-ċumasaċ, strong handed one.
tollta, pierced.
tonn-ċriṫ, trembled like a wave.
ionaṫar, entrails.
drólainn, arrows pierce my heart.

fonn, land.
mion-comharsain, fair neighbourhood.
geall, pledge.
bodhar, is troubled.
bhiorra dhuibh, of black water
ruide, red water.
cuireata, the knave, William III.
lom, stripped.
Goll, the hero.
glam, cry.
fogar, the squeal of the hog which arrows cannot wound (Torc Waterfall).
goile, valour.
dit córa, injustice.
cíosóireacht, rent rolls.
trom lot, great destruction
uiseannaibh, temples.
scím-ghlórach, with heavy sound.
lonnmhar, vigorous.
foinseoga, my eyes gave forth fountains.
treascradh, were laid low.
a haitle, after.
Searc na laoch, the loved among heroes.
Truipill, the hill near which the Blackwater rises.

(34).
neoll, = néall, cloud.

Máighe = R. Maigue, Co. Limerick.
sceimhle, a panic.
slíom, slender.
gleo-bhruid, contention of battle.
spéirling, storm.
scaoth, troupe.
cóig = cúige.
glór-ghonta cáil, famed for beautiful sounds.
aimhnósmhar, unusual.
slaodadh, was drawn.
Calliópé, Muse of heroic poetry.
éirim, substance.
príomh-gonta, chief piercing.
crólag, depressing.
deoil, sucked.
glé-bhile, bright scion.
máil, prince, noble.
dáimh, the poets.
óirbheartach, of noble deeds.
tóbhacht, difficulty.
brog, palace.
suadh, bards.
uais, noble.
feart-laoi, epitaph.

(35).
mío-rún, ill-will.
díombádhach, sorrowful.
tionsgain caoi, begin to weep.

iar-ḃéil, lonesome lament.
fortoċt, comfort, help.
géis, swan.
aiṫis, shame.
baois, foolishness.
oilḃéim, stumbling over stones.
faillige, my neglect (of everything).
airgṫeaċ, as one plundered.
neiṁ-ċríċ, reduced to nothing.
toirḃeart, gift, power of effort.
béillic, large stone, tombstone.
comaoin, favour.

Do réir an tseanċaiḋe, ḃí ar Ḟeiḋlimiḋ dul ar a ṫeiċeaḋ ar sléiḃte Iarṫair Corcaige ṫóg sé tig dó féin agus dá ċloinn i ngleann uaigneaċ ann. Aċ oiḋċe áirigṫe timċeall na Cásga ṫuit an tig anuas ar an gcloinn le linn é ḃeiṫ as baile agus marḃuigeaḋ iad uile.

(36).
annsaċt, loved one.
lionndub, melancholy.
luadaḋ, betrothed.

(37).
triaṁuin, dirge.
go nḋiṫ? (word doubtful).
maoṫfainn, I might mollify.
curaḋ, knight.
aoiḃ, smile.
ling, gushed forth.
an-ċruṫ, dreadful plight.

Do réir an sgéil, ḃí scata saigdiúirí ag dul ṫar tig le feirmeoir i gCo. na Miḋe. Ṫugadar fé agus ṁarḃuigeadar an fear. Ṫánadar ar an mnaoi agus í ag iarraiḋ teiċeaḋ le na leanḃ, agus ḟádadar an pice sa leanḃ.

(39).
coċall, hood, shelter.
coṁad, in close keeping.
ar fuilingis, all that you suffered through us.
goraḋ-goin, burning wound.
cneaḋ, wound.
ḃrostuig, incited, hastened.
i gcoróin, to their crown in Heaven.

ḋealḃ . . . . ıd ċlóḋ, who formed my countenance after thy likeness.
críoċnaḋ ceárd, without the work of art.
danarḋa, inhuman.
gráin, doing everything the like of which you hate.
páirt, on behalf of.
síṫeaċ, peaceful.
fala, grudge, treachery.
árnaḋ, heaping up treasure.
easmail, insult.
cáin, penalty.
atuirse, gnawed with remorse for what I have done.
gárṫa, shouts.
tearmainn, sanctuary.
ċráḋaḋ, which used torment.
líog, stones.
ṁaoiḋis, you announced.
árus dín, abode and shelter.

# na Filí

Ġeoḟar cúntas ar ṡaoġal na bfilí agus iomlán a saoṫair ins na leaḃair im ḋiaiḋ anso.

| | |
|---|---|
| Bairéad Riocard .. (1740-1819). | .. Níl a ṡaoṫar fé ċló. |
| Mac Conmara Donnċaḋ Ruaḋ (1710-1815). | Eaċtra Ġiolla an Amaráin. Tomás ó Flannġaile. (Sealy, Bryers & Walker). |
| Mac Cuarta Séamus (1677-1732). | .. Aṁráin S. ṁic Cuarta an tAṫ. L. ó Muireaḋaiġ. (Preas Dúndealgan). |
| Mac Cuḃaiġ Art .. (1715-1773). | .. Aṁráin A ṁic Cuḃaiġ. Enrí ó Muirġeasa. (Tempest, Dundealgan). |
| Ó Doirnín Peadar .. (1704-1768). | .. Tá leaḃar idir láṁaiḃ ag Enrí ó Muirġeasa. Féaċ Rainn ⁊ Aṁráin. Éamonn ó Tuaṫaill. (Ḃrún agus Nualláin). |
| Mac Doṁnaill Seán Clárać .. (1691-1754). | .. Aṁráin S. C. ṁic Ḋoṁnaill an tAṫ P. ó Duinnín. (Connraḋ na Gaeḋilge). |
| Ó hEifearnáin Liam Dall (fl 1750). | .. Níl a ṡaoṫar fé ċló fós. |

| | |
|---|---|
| mac Gearailt Piaras (1709-1788). | .. Aṁráin P. mic Gearailt. Fiaċra Éilgeaċ. (Connraḋ na Gaeḋilge). |
| mac Giolla Meiḋre Brian (d'éag 1808). | .. Cúirt an Ṁeaḋon-Oiḋċe. Fiaċra Éilgeaċ nó Conall Cearnaċ. (Maunsel and Roberts). |
| ó Neaċtain Seán .. (1670-1730?). | .. Filíoċt S. uí Neaċtain. Úna ní Ḟearċeallaiġ, m.a. (Connraḋ na Gaeḋilge). |
| ó Raṫaille Aoḋagán .. (1680-1734?). | .. Dánta A. uí Raṫaille an tAṫ. P. ó Duinnín D. Litt. (Cumann na Scríḃeann Gaeḋilge). nó Aoḋagán ó Raṫaille Séamus ó hAoḋa, M.A. |
| ó Reaċtaḃra Antoine (1784-1835). | .. Aṁráin an Reaċtaḃraiġ. An Craoiḃín. |
| ó Súileaḃáin Eoġan Ruaḋ (1748-1784). | .. Eoġan R. ó Súileaḃáin an tAṫ P. ó Duinnín, D. Litt. (Connraḋ na Gaeḋilge). |
| ó Súileaḃáin Taḋg Gaeḋealaċ (d'éag 1795). | Aṁráin Ṫ. Ġ. uí Ṡúileaḃáin. An tAṫ P. ó Duinnín, D.Litt. (Connraḋ na Gaeḋilge). |
| ó Súileaḃáin Tomás Ruaḋ (1785-1848). | .. Aṁráin Ṫomáis Ruaiḋ. Séamus ó Fiannaċta. (Muintir Ġill). |
| ó Tuama Seán .. (1706-1775). | .. Filiḋe na Máiġe. An tAṫ P. ó Duinnín, D.Litt. (Muintir Ġill). |

Ġeoḃaiḋ cuid eile de ḟaoṫar na bḟilí seo i n Óir-Ċiste Cuid a hAon.

| | |
|---|---|
| mac Conmara, D. R. | .. 11. Bán-Ċnuic Éireann Óiġ'. |
| Ó Reaċtaḃra, A. .. | .. 9. Conndae Ṁuiġ Eo.<br>30. Raftérí.<br>42. Aiṫriġe. |
| Ó Súilleaḃáin, E. R. .. | .. 29. Do Séamus mac Gearailt. |
| mac Giolla Gunna, Caṫal buiḋe | 18. An Bunán Buiḋe. |
| Inglis, an tAṫ. Liam | .. 31. An Déirc. |
| Ó Coileáin, Seán .. | .. 37. Tiġ Molaga. |
| mac Craiṫ, Aindrias .. | .. 44. Slán le Máiġ. |

As na leaḃair seo ṫíos fuaireas an ċuid eile :—

| | |
|---|---|
| Rainn agus Amráin .. | .. Éamonn Ó Tuaṫaill, M.A. 1, 3, 31, 37. |
| Amráin Ċloinne Gaeḋeal | .. Tomás Ó Máille, Ph.D. 8, 13. |
| Irish Minstrelsy .. | .. Hardiman, 6, 7, 14. |
| Irish Popular Songs .. | .. Edward Walsh, 36. |
| Reliques of Irish Jacobite Poetry .. .. | .. Edward Walsh, 32. |
| Sliocht Duanaire Gaeḋilge .. | P. mac Piarais, 38. |
| Poets and Poetry of Munster .. | O'Daly, 35. |

